# Aṁráin Ṗiarais Mic Gearailt



Ar n-a gcur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge
i mBaile Áṫa Cliaṫ

# Amráin Ṗiarais Ṁic Gearailt

an té ba ċeann coṁairle
ar ċúirt na mbúrdún,

maille le

## cunntas éigin ar a ḃeaṫaiḋ, agus foclóir.


## Riseárd Ó Fogluḋa
("Fiaċra Éilgeaċ").


do bailiġ is do ċéad-ċuir i n-eagar a ċéile.





An n-a gcur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge
i mBaile Áṫa Cliaṫ
1905.

# An Clár.


| | | Leaṫanaċ |
|---|---|---|
| | Beaṫa Ṗiarais Ṁic Gearailt, .. .. .. | 1 |
| I. | Rosc Caṫa na Muṁan, .. .. .. .. | 23 |
| II. | Duan na Saoirse, .. .. .. .. .. | 24 |
| III. | Ba Riaġail ag Flaiṫiḃ, .. .. .. .. | 26 |
| IV. | Seán Ó Diġe, .. .. .. .. .. | 27 |
| V. | Monuar mar d'eag na fearaiḃ, .. .. | 28 |
| VI. | A Ṁallaí Beag, Ó, .. .. .. .. | 30 |
| VII. | Mór Ċluana, .. .. .. .. .. | 31 |
| VIII. | Máirseáil an Ṗoic-ḟiaiḋ,.. .. .. .. | 33 |
| IX. | Ar maidin i ndé, 7rl., .. .. .. .. | 35 |
| X. | Cormac Óg, .. .. .. .. .. | 36 |
| XI. | Séarlus Groiḋe, .. .. .. .. .. | 38 |
| XII. | An Caol-druimeann Óg, .. .. .. .. | 39 |
| XIII. | Is dubaċ liom an smúit seo an Ġaeḋil, .. | 41 |
| XIV. | Scéiṫfead mo ċlaonḃearta 7rl, .. .. | 42 |
| XV. | Tréiṫe na Maiġdne Muire, .. .. .. | 44 |
| XVI. | A ċogair, a ċaraid, .. .. .. .. | 46 |
| XVII. | A Ḋiarmuid, is dubaċ liom, .. .. .. | 48 |
| XVIII. | Cia ṫárla dealḃ san mbaile, .. .. .. | 49 |
| XIX. | A ċara ḋil dár radas-sa, .. .. .. | 50 |
| XX. | A Ṡaoi d'ḟuil éaċtaiġ ċeannusaiġ, .. .. | 51 |
| XXI. | Aibiġéal Brún adubairt 7rl, .. .. .. | 52 |
| XXII. | Is brón liom an sceón so, .. .. .. | 53 |
| XXIII. | Baile Uí Ċoitín gann, .. .. .. .. | 53 |
| XXIV. | Aor ar Ṗiaras, .. .. .. .. .. | 54 |
| XXV. | Tá lile gan scamall, .. .. .. .. | 54 |
| XXVI. | Squire Geal Freeman, .. .. .. .. | 56 |
| XXVII. | Ag taisteal dam, lá, .. .. .. .. | 58 |
| XXVIII. | Ó tollaḋ na treóin, .. .. .. .. | 59 |
| XXIX. | Lá is me ar Ṁaoilinn, .. .. .. .. | 61 |
| XXX. | Fógairm do'n Móránaċ, .. .. .. .. | 69 |

| | | Leaṫanaċ |
|---|---|---|
| XXXI. | Barántus do'n Móránaċ, | 70 |
| XXXII. | Barántus do Ḋiarmuid Ó hAirt, | 72 |
| XXXIII. | Aor ar Ṡeán Paor, | 78 |
| XXXIV. | Sin agat, a ṁánla ṁioċair, ṁilis, | 86 |
| XXXV. | Beir Lán na Cruinne, | 87 |
| XXXVI. | A ċogair, a ċumainn, | 88 |
| XXXVII. | Measaim gur baoṫnuisc, | 89 |
| XXXVIII. | Treascair, a Líog, | 91 |
| XXXIX. | Ġlacas pinsín beag snaoisín, | 92 |
| XL. | Ar Ṗeacaiḋe na Sinnsear, | 92 |
| XLI. | An taoḃaire óg, | 93 |
| XLII. | Dá maireaḋ ar ṁairḃ 7c., | 94 |
| XLIII. | Inġean Uí Ġearailt (A. Ó Raṫaille), | 94 |
| XLIV. | Is díoġḃáil ġéar (E. de Bál), | 96 |
| XLV. | Ní Sorċa ná Donnċaḋ (E. de Bál), | 97 |
| XLVI. | Ní ṫig an Ġrian san rian díreaċ, | 99 |
| XLVII. | Cia hé sin amuiġ, | 103 |
| XLVIII. | Aṫċuinġe an Ḟlaiṫḃeartaiġ, | 105 |
| | Freagra ar sin, | 106 |
| | Notes and Sources, | 108 |
| | Foclóir, | 115 |

## Ceart-leaġaḋ focal agus línte áiriṫe.

2. Anḟaiṫe : (an ceartuġaḋ céadna i ll. 336, 449).

33. Gaċ nduine d'ḟuil ṁíleaḋ Ḃáin na gcréaċt,
Curaiḋe na Traoi mear Láidir éaċt,
Do milleaḋ le dliġe is do cráḋaḋ le claon
Cuirfeaḋ gan ṁoill an Ḃáire i séan.
Measaim gur suairc don Ṁuṁain is i gcéin 7rl.

99. Baṫlaċ.

328. Cloiḋeaṁ.

807. It halla do Ḃraiṫinn-se garraḋ gléigeal.

1147. Scimealtaí.

1203. Ḃrúideaṁail.

1237. Ċumar.

1247. Scaṁaire.

1331. Gan durran fé ḋaol-Ḃrat.

1347. Méirdriġ.

1360. Tnúṫ ? (i n-ionad cnú).

1523. Go deiṁin.

1704. Dá maireaḋ ar ṁairḃ (ṁarḃuiġ).

# DÍONḂROLLAĊ.

## PIARAS MAC GEARAILT

### Baile Uí Ċionnḟaolaiḋ,

“An file binn suairc-ḃriaṫraċ o ṫaoḃ na mara ṫeas.”

SIN é mar a laḃair scoláire maiṫ Gaeḋilge ar m'aiṫeantas breis is fiċe bliaḋain o ṡoin ar an nGearaltaċ, mar, cois na fairrge 'seaḋ atá Baile Uí Ċionnḟaolaiḋ. 'Sé an áit i n-a ḃfuil an ball so 'ná i bparóisde Baile Ṁacóda 'san ċuid is sia soir ó ḋeas de Ċondae Ċorcaiġe, ar an rinn tíre úd láiṁ le Cnoc an Dúin, go ḃfuil Oileán na gCapall ar a aġaiḋ amaċ, 7 Eoċaill ceaṫair nó cúig de ṁíltiḃ sliġe uaiḋ treasna an ċuain anonn.

Ċítear dúinn i n-alt do scríoḃ Piaras i n-aois a léiṫe ṫiar dó, gurab i mbliaḋain 1709 do rugaḋ é, nó um an dtaca soin. Tá fallaí an tiġe i n-a rugaḋ é i n-a seasaṁ go dtí an lá indiu, fé ċeann iarainn—scioból is eaḋ é, agus fiċe slat éigin soir uaiḋ tá an tiġ mór nuaḋ, i n-a ḃfuil sliocht an ḟile i n-a gcoṁnuiḋe fós. 'Sé an seana-ṫiġ an áit do luaiḋ Piaras ċoṁ minic sin ag trácht dó ar “m'áitreaḃ i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ” 7 d'réir ḋeallraiṁ ba ḋeas an tiġ é céad go leiṫ bliaḋain o ṡoin nuair a ḃíoḋ taisteal na ḃfilí ann, fé ḋéin Ṗiarais, “Árd-Sirriam Leiṫe Moġa,” a nUaċtarán.

B'ḟíor is ba ḋeas mar a ḃeannuiġ Eóġan an Ṁéirín do'n ḃfile 'nuair a duḃairt sé

“A ḟaoi d'ḟuil éaċtaiġ ċeannasaiġ na nGearaltaċ gan stánaḋ
'S de ṗríoṁ-stoċ Paorać lanna-ġlic na ndragan ċuṫaiġ árda.”

Daoine tréana b'eaḋ a ṁuinntear ó gaċ taoḃ, Gearaltaiġ Baile Uí Ċríonáin i gCo. Ċorcaiġe 7 Paoraiġ Ċnuic a' Leaṫaraiġ i nDéiseaċaiḃ Port-láirge.

Is fuirist geinealaċ Ċraoiḃe Gearaltaċ Ḃaile Uí Ċríonáin a ḋéanaṁ amaċ ċoṁ fada siar leis an mbliaḋan 1057 aċt ní gáḋ dúinn an scéal soin go léir d'ḟoillsiuġaḋ annso: is leór dúinn a ráḋ go ndeiṁniġeann ugdair léiġeannta gurab í a líne seo an líne ċríonna ḟírionnaċ do ṡíolruiġ go díreaċ ó Ṁuiris mac Ṡeaġáin Ṁic Ġearailt, duine d'óg-ċlainn ṁac Ṡeaġáin Ṁic Ṫomáis an ċéad Ṫiġearna Déiseaċ 7 Deas-Ṁuṁan .i. ceap Ridiri Ċiarraiḋe. Agus duḃairt Cearú, Uaċtarán na Muṁan le linn Eilíse 7 Séamuis Rí (i nGeinealaċ Gearaltaċ do ċuir sé fé ḋéin Riaġaltais Ṡasana i mbl. 1599) gurab ó Éamonn Mac Gearailt, críon-ṁac 7 oiġre dleaġṫaċ Ṁuiris ṁic Risteáird, an seaṁaḋ Ridire, do ṡleaċtuiġ Craoḃ Ḃaile Uí Ċionnḟaolaiḋ, aċt gurab ó'n dtarna mac .i. Nioclás, do ṡíolruiġ an cineaḋ gur lean an tiodal dóiḃ. Is dóċa naċ misde ráḋ 'ná go raiḃ cruinn-eólas a ġnóṫa ag Cearú 7 is cosaṁail go raiḃ lán-aiṫne aige ar gaċ n-aon de'n gcraoiḃ sin a ḃí i n-a limistéireaċt: is líonṁar an tuarasgaḃáil do ḋein sé ar na beartaiḃ do ṫuit amaċ i nÉirinn an faid is ḃí sé annso—náċ as na scríḃniḃ seo do fuarṫas aḋḃar an dá leaḃar úd “Pacata Hibernia”?

Aċt níor luġaide sinsireaċt ṁáṫar Ṗiarais, Máire Paor, inġean Ṗiarais Paor Ċnuic a' Leaṫaraiġ. B' í Grás Ósbor ó Ċeapaiġ a máṫair sin, deirḃsiúr an Ridire Tomás Ósbor an ceaṫraṁaḋ barún Tiġe Cinn Corra. Ba ḋearḃráṫair do'n bPiaras Paor so Ruaḋraí Paor a ċongḃuiġ Caisleán Leasa Ṁóir i mbl. 1645 i gcoinniḃ Iarla Ċuain an Ċaisleáin. Ridire do b'eaḋ aṫair na bPaoraċ soin, leis, Piaras Paor o Ċarraig Ui Leiḋin a ḃí pósta le hEilís Baoiġill, deirḃsiúr ċríonna Ristéaird an ċéad Iarla Corcaiġe, an fear úd a ḃí ċoṁ árd-ċéimeaċ soin ins na healaḋntaiḃ 7 go ḃfuil an tuamba greannaṁar leis i seana-ṫeampull Muire i nEóċaill. Baineann sé le deallraṁ gur de ḋeascaiḃ an ċleaṁnais seo do rinneaḋ Ridire d'ḟear Ċarraige Ui Leiḋin, mar ná raiḃ éan-"ċos" le hainm a aṫar, cé go raiḃ le hainm a ṡean-aṫar, Nioclás Paor, dual-Ḃarún Dúna Ḟóil, Tiġearna Cille Miadáin, a ḃí pósta le Siġle, inġean an Ridire Seaġán mac Gearailt Ḋromanna, 7 ċuaiḋ gaol Nioclais siar ar fad go dtí an Ridire Ribeárd de Poher a ṫáinig go hÉirinn leis an dtarna Hannraí i mbl. 1177.

Ó'n méid sin is léir cad é an sórt fola do riṫ i bféiṫiḃ ár bfileaḋ 7 ni hiongnaḋ gur scríoḃ Éamonn de Bál mar seo ar ṫréin-ḟear 'sa' ċoṁursnaċt:

"Bráṫair neartṁar na nGearaltaċ ḃríonṁar
Ba ṫréan i dtreasaiḃ ag treascairt a mbíoḋba,
Saoiṫe solasta, socma, do-ċlaoiḋte
Do ḟiolaḋ a ḃfolanna foirtile tríoṫ-sa."

Ceaṫrar dearḃráṫar a ḃí ag Piaras, triúr aca (Réaḋmonn, Miċeál 7 Gearóid) ní ba sine 'ná é

ḟéin, ⁊ duine eile, Mártan, ní b'óige, ⁊ beirt deirḃ-ḟéar Grás agus Eilís. B'é Réaḋmonn an mac ba ṡeine ar fad, aċt de ḋeascaiḃ é ḃeiṫ ró-ċaiṫteaċ do ḋiúltuiġeaḋ an oiġreaċt do, d'réir mar a léiġtear 'san uḋaċt a ḋein a aṫair, Míċeál mac Réaḋmuinn Ṁic Gearailt i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ an naoṁaḋ lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ 1722, lá saoire, lá Ḟéile Peadair is Póil. B'iad so fiṫiúirí an uḋaċta, Tomás De nGeárd ó Eóċaill, Peadar Ó Carúin, ⁊ Seaġán Óg Paor o'n gClais Ṁóir: daoine muinntearḋa nó gaolta b'eaḋ iad go léir. Ní ḟeadramair ca huin a ċailleaḋ an fear so, aċt is dóċa gurab i mbl. 1736, mar b'ar an seaċt-ṁaḋ lá déag de ṁí Iúil 'san mbliaḋain sin do ḋearḃaḋ an t-uḋaċt. D'ḟág sé a ċuid talṁan ag Míċeál, an dara mac, aċt mara nglacfaḋ sé sin an trean-áit ⁊ na coinġill d'ḟóirlíonaḋ d'réir an ċonnarṫa, b'é Gearóid, an tríoṁaḋ mac, a ḃí ċum an ḟeirm, ⁊c., d'ḟaġáil, agus murar ṁaiṫ leis sin na coinġill d'ḟóirlíonaḋ, d'ḟág an t-aṫair mar roġa an áit do ḃronnaḋ ar Ṗiaras. Ní fios dúinn anois cad ba ċúis leis an malartuġaḋ so, aċt b'ḟéidir gur de ḋeascaiḃ Míċeál ⁊ Gearóid ḃeiṫ insan Spáinn i mbl. 1722 le hais dearḃráṫar a n-aṫar, le linn déanta an uḋaċta. Is dóċa gurab an scoil a ḃíodar 'san tír sin, ⁊ Mártan an té b'óige i n-a dteannta. Is deacair a ráḋ cad é an fáṫ ná raiḃ Piaras le n-a n-ais murab aṁlaiḋ ḃí sé i n-easláinte i n-aois a ṫrí bliaḋna déag dó, nó gur ṫeastuiġ ó n-a ṁuinntir éinne aṁáin, ar a laiġead, d'á gclainn a ḃeiṫ sa' ḃaile aca. Is deallraṁtaċ gur ċeapadar ná fillfeaḋ an ḃeirt

ba féine ó'n Spáinn ar Ḃaile Uí Ċionnḟaolaiḋ ċum maireaċtain ann, tar éis taiṫiġe ḃeiṫ aca ar ċoṁnuiḋe 'san tír aoiḃinn aeraċ soin. 'San Spáinn is eaḋ fuair an dara fear, Miċeál, bás, tráṫ éigin níos túisce 'ná 1753, aċt ní 'san dúṫaiġ sin do ċailleaḋ Gearóid, aċt i nÉirinn um an dtaca céadna.

I dtaoḃ Réaḋmuinn, an fear do ġearraḋ amaċ ó'n oiġreaċt. Pé loċt nó cúis ċáinte ḃí ag a aṫair air, molann an file, Éamonn de Ḃál, é go hiallaċaiḃ na spor, 'san dán so mar leanas:—

### Do Réaḋmonn mac Ṁíċíl ṁic Ġearailt.
### Éamonn de Ḃál cct.

Ní Sorċa 'ná Donnċaḋ, cé'r ṫréan an fear,
Is orċra dom' ġoiniḃ-se 'ná ṫraoċ me lag,
Aċt lonna-ḃile ċorcraċ nár staon i dtreas
Do foirgeaḋ a folannaiḃ na nGréagaċ mear.

Dá mb'ollaṁ soiṫiḃ soċair me nó éigeas ceart
Is go molfainn siḃ, níor ḋeocair dam, a Réaḋmuinn, feaċt,
Aċt gur follus do gaċ tormaire uile i nÉirinn airt
Na folanna as ar toġḃaḋ ar gaċ taoḃ tu, a ḟlaiṫ.

Ar dtosaċ duit fuil oirḋeirc méinne is ceart
Is borb-ḟola lonnarḋa na bPaoraċ mear
Do foirgeaḋ go foirtile, ní bréag an stair,
A folannaiḃ forarta na Récs ba sean.

Le Conall borb Gulban ag gléas ċum caṫ
nó Cormac torann-trupaċ saor mac Airt
Do ċosaṁlas tu, a ċroḃaire nár ṫréine Tailc
Le'r torċraḋ naoi n-oċtair ġlic de'n Ḟéinn i dtreas.

Toirrċeas na croiḃin-ġile is féile dreaċ
Is doilḃ liom fá ġoirm-lic i gcré go lag;
Do b' ollaṁ glic, do b' oirḟideaċ, ba laoċ, ba flaiṫ,
'S níor tograḋ béim follus ort aċt pléascaḋ fear.

Seo an t-orċra do ġoirtiġ me is do ċraoċ mo ċreat
'S tug Nodlaig dam gan soilḃeas, do ċaoċ mo ḋearc
Fá' ndoirtim-se na sroṫa guil go pléascaċ preas,
A obainneaċt do ḋoirċiġ an t-éag do ḋreaċ.

## CEANGAL.

Is léan liom go faon-lag i gcill tuamba
Réaḋmonn an Gréagaċ mear fíor-uasal,
Réaltan na féile ná bíoḋ gruamḋa
'S an féinics ná léigfeaḋ mo ċlí bualaḋ.

O's riagail gaċ iaga de ḋeascaiḃ bás cuirp,
'S gurab iarsma tá riaṁ 's gur aċt go bráṫ soin,
A Ḋia ġil, beir Riaḋmonn ar ḋeas do láiṁ' riot,
'S maiṫ 'ḟiaċa do'n triaiṫ ġlic ba ṁaiṫ 'san tábairne.

Is feicṫe ḋúinn i ndán do rinn Piaras féin gur i mbliaḋain a 1722 do fuair Réaḋmonn bás, agus gur éag Grás, deirḃṡiúr dóiḃ, an tráṫ céadna, uair éigin idir Lá Féile Peadair is Póil agus deireaḋ na bliaḋna. Ní dóċa go raiḃ a ḟios ag Réaḋmonn ná raiḃ i n-uḋaċt a aṫar i n-a ċoṁair aċt suaraċas, trí púint airgid nó luaċ trí púint d'éadaċ nó d'eaċ! Sidé an dán do ḋein Éamonn de Ḃál ar ḃás Ṁiċíl:—

Is díoġḃáil ġéar ċréaċt-ṡnuiġte i mbailte muara
'S is fíor-ċráḋ an scéal éaċtaċ i gceannaiḃ tuaṫa
Miċeál séiṁ léiġeannta Mac Gearailt uasal
I gcill fá ḃéal ċraos-lice marḃ uainn-ne.

Uainn-ne atá i n-uaigneas fád' ṫaoḃ, a leac,
Muar-ḟlaiṫ do b'uaisle d'ár léim tar lear,
Tuaṫal mar ġuaire do b'ḟéile dreaċ;
Dar Muaireaċ, is truaġ liom i gcré ṫu lag.

Is lag atáid mná fionna Gaeḋeal ag caoi
Is ní'l mear 'ná bláiṫ áluinn ar ġéagaiḃ coill;
Ní'l raṫ ar fána árd-easa i nÉirinn uill,
O leag an bás bán-ḃasa an Ġréagaiġ aoird.

Do b'árd a ġaol le Récsaiḃ ṁaoiḋfead seal;
Ní ṫáine préaṁ a réim go híseal air;
Tá ḟios ag cléir 's ag éigsiḃ laoiṫe sean
Gur bráṫair laoċ ṫu ṫraoċaḋ naiṁde i dtreas.

I dtreas níor staon na tréin 'n-ar ċinn uaṫa
An dragan féin de'n Ġréag-ḟuil ḟíor-uasail,
Flaiṫ gan ḃéim gan ċlaon gan ċíor-ṫuaṫail
I measc na naoṁ tá an laoċ 'san tríor-uaċtar.

## Aguisín.

Mo ċuṁa, mo scíos, mo ḋíṫ, mo léan, mo ċreaċ
An túrnaḋ síor so ar ṡíol na nGréagaċ seal;
Ba ċúrsa caoi do ṗríṁ-ḟlioċt Néill is Airt
An t-úr 's an críon 'n-a luiġe fád' ṫaoḃ, a leac.

A ġarḃ-leac ṁór, cuir glór go haraid amaċ
Is aiṫris dó'n ċóige an sceól, ó's agat is fear,
Gur fearra do stór 'ná an t-ór 's an t-airgead geal,
Gearaltaċ sló na Fódla, an t-aṫair 's an mac.

Ag sin an saoi is fearr i gcríċ Fáil fád' ṫaoḃ, a leaċ,
Míċeál geal-ċionáḋ na nGréagaċ mear.
Mo ċroiḋe-ċráḋ, má ġním plás 'ná bréag im' stair
Gur id' ċinn-ċáil do ṗointeáil an ḟéile a nead.

Ḋein máṫair an file a huḋaċt Lá Ḟéile Stiofáin, 1752, agus ṁair sí sé seaċtṁaine éigin i n-a ḋiaiḋ sin, ag faġáil ḃáis di an cúigṁeaḋ lá de Ḟaoilte, 1753, agus timċeall an dtaca céadna do ġlac Piaras céile ṗósta, Grás nó Caitlín Nic Ġiobúin. B' í a máṫair seo, Anastás Ní Rónáin, 7 Piaras, clann na beirte deirḃṡéar. Níor ṁair a bean i ḃfad, mar ná raiḃ sí 'n-a beaṫaiḋ i mbl. 1755.

Annsoin ṗós sé an dara huair Eilís Ní Laiḋléir, inġean do Ribeárd O Laiḋléir ó Leac an Daire, i bparóiste na Claire Muaire. Ní'l an áit seo aċt cúpla míle o ċeann Droiċid Eóċaille aċt ar ṫaoḃ Ċo. Ṗortláirge. Deirtear gur annso ċaiṫ sé a ċnag-aois, nuair a ḃí a ċlann féin socruiġṫe i mḃaile Ui Ċionnḟaolaiḋ, 7 gurab i Leac an Daire do fuair sé bás aṁáin, aċt, pé scéal é, tá lán d'á ḋántaiḃ le fagáil indiu i measc muinntire an ċeanntair sin na nDéiseaċ, agus tá tiġ an Laiḋléaraiġ ann i n-ar ṁair sé. Ḃí ceaṫrar clainne ag Piaras, go ḃfuil a n-ainmneaċa againn —Miċeál an mac ó'r ḟíolruiġ an slioċt anuas, 7 triúr inġean, Proinnséas, Eiḃlín 7 Caitlín, agus, d'réir mar ḟéadtar a ḋéanaṁ amaċ ḃí an Caitlín seo pósta ag Éadḃárd De Nógla i mḃaile na Móna. Ḃí beirt eile de'n ndream soin pósta ag daoiniḃ móra i gCo. Ċorcaiġe, duine aca le Carrṫaċ Ċarraig na ḃFear 7 inġean le duine de Ċlainn Eidirsceóil i n-iarṫar Ċorcaiġe 7 tá amras gur de ċlainn an ḟile an ḃeirt ḃan so.

Ní féidir a ráḋ le héan-ċruinneas cia 'ca de ḋán-taiḃ Ṗiarais an ċéad ċeann do ċeapaḋ, aċt tá a ḟios againn gurab ar an dara lá de Ḟaoilte, 1742 [1743] do fuair Muiris De nGeárd bás 7 is cosa-ṁail gur scrioḃaḋ an Caoine (xxviii) le n-a linn sin. 'Sé'n ċéad rud eile go ḃfuil an ḃliaḋain againn leis 'ná Fóġairm 7 Ḃaránta Uilliam Ui Ṁóráin, scol-oide ar Ṡliaḃ gCua, i gCo. Ṗortláirge, an t-oċtṁaḋ lá fiċead de Luġnasa, 1744, ċum ḃeiṫ ag áitreaḃ Ṗiarais i mḃaile Ui Ċionnḟaolaiḋ an deiċṁeaḋ lá de Ṁeiṫeaṁ an Ḟoġṁair, 1744. B' é

seo an Móránaċ céadna do luaiḋ Donnċaḋ Ruaḋ Mac Con Mara i "nEaċtra Giolla an Amarráin." Trí bliadna 'n-a ḋiaiḋ soin 'seaḋ ċuir Piaras an dá ċeaṫraṁa so ag triall ar Uilliam Ó Murċaḋa i Rinn an Ċine Féiciḋ, i bparóiste Ḃaile Ṁacóda:—

"A ċogair, a ċumainn 's a ċuisle naċ faon sa' duan,
'S do sroṁaḋ go milis gan time le héigsiḃ suairc,
Corruig-se t'inċinn ċliste is réiḋ mo ġuais
I dtobar na mbruinngeal ó suineaḋ do ḃréaċt i n-uaim.

Cé follus mo ċine gur cuireaḋ gan tréiṫ gan tuaiṫ
Ag cosnaṁ go cumasaċ dliġṫe na naoṁ go buan,
'S i gcogaḋ go minic le buirb ag déanaṁ buaḋairt,
Ag coscairt 's ag ciorrḃaḋ suirnne an Ḃéarla ṁuair."

Ḃí fear darab ainm Séamus O Liaṫáin tar éis "Relatio Geraldinorum" an Dálaiġ d'aistriuġaḋ an t-am so ó'n Laidin go Gaeḋilg sé mar adeir an scríḃneóir féin.

CRAOḂSCAOILE GEARALTAĊ I NÉIRINN.

Iar na cur
ó Laidin go Gaeḋilg
as Relatio Geraldinorum
le Séamus Ó Liaṫáin
ag Baile an Aitinn, 15° de ṁí Iúil 1747.

As so arís 'seaḋ do rinne Uilliam Ó Murċaḋa cnuasaċ beag ar Ċraoiḃ Ḃaile Uí Críonáin le'r ḃain Piaras, sé tiodal:—

CEAP CRAOIḂE GEARALTAĊ ḂAILE UÍ ĊIONNḞAOLAIḊ.

Agus tugann Uilliam dúinn an t-aḋmuġaḋ so "Tuig fós, a léiġṫeoir eagnaiḋ, gurb ar suireálaṁ Ṗiarais Ṁic Gearailt Ḃaile Uí Ċionnḟaolaiḋ do riġneaḋ an beag-ṡaoṫar so."

Is cosamhail go raibh fios ag na filidhibh go raibh an obair seo idir lámhaibh ag Uilliam, mar do scríobh Seaghán na Ráithíneach an dá rann so chum an scríbhneóra:—

Is duine do folcadh i dtobar na naoi mbéithe
Is do fromhadh i scoilibh go focal-cheart féimh léigheannta,
D'forcain go solas-ghlan nodha gach tréan-dréachta
Le's cuireadh an obair seo socair i mbinn-Ghaedhilg.

Molaim-se t'obair ghlan so-mholta chaoin-tréitheach
D'forcail go solasmhar sonas na bprímh-ghéag soin,
Do chosnuigh go colgach cosantach buidhean-léidmheach
Ar orchra, ar dhonas, ar thiubairt, na fíor-Ghaedhil seo.

'N-a dhiaidh seo, 'sé "Rosc Catha Mumhan" an chéad dán a cheap sé go bhfuil éin-eólas againn air—timcheall 1750—agus ní dóca gur chúm sé éan-rud rith a shaoghail ní b'fhearr 'ná ní b'fhuinneamhla, 'ná ní ba mheanmnaighe, mar is amhlaidh a shásuigheann gach rann an ceann a thagann roimhe.

I dtosach na bliadhna 1753 fuair a mháthair bás 7 is iontuigthe gur b'é sin an t-am a scríobh Piaras na ranna úd ag cur síos ar a deigh-thréithibh. Níorbh fhada arís—ní raibh acht bliadhain—go bhfuair sé ócáid eile chum marbh-chaoine a cheapadh, 7 b'é sin bás Sheagháin Paor, ó Chlais Mhuair, gaol gairid dó a bhí pósta le Cáit Metge, bean ó Chúige Chonnacht, sé mar a deir an dán.

Bhí an file gan beith ar fognamh 7 ag cimeád a leaptha i 1769, agus 'nuair a tháinig sé chuige féin arís, chrom sé ag scríobhadh leabhairín Gaedhilge d'óg-mhnaoi a bhí 'n-a comhnuidhe ag Áth na Cise, taobh le Magh Alla. Tá an leabhairín sin le feiscint i ndiu i gColáiste Mhagh Nuadhat agus an scríbhneóir-

eaċt ann ċoṁ soiléir is ḃí breis is céad 7 deiċ mbliaḋna fiċead ó ṡoin. Deiċ leaṫanaċ 7 trí fiċid atá ins an leaḃar so, 7 ní'l de Ḃéarla ann aċt timċeall an oiread is líonfaḋ aon leaṫanaċ aṁáin. Ní díoṁaoin a ḃí Piaras 'á sgríoḃaḋ i n-aon tseaċtṁain aṁáin, 7 é an uair sin i n-aois a ṫrí fiċid; 'sé an truaġ go deiṁin nár lean sé ag sgríoḃaḋ ar feaḋ seaċtṁaine nó coiḋċiġis eile. I ndeireaḋ an leaḃair ṫiar 'seaḋ tá míniuġaḋ an ḃronntanais—“Sin agat a ṁánla, ṁioċair, ṁilis, ṁúinte, ṁaiseaċ, ḃéasaċ, ṁnáṁail, an taḃartas beag suaraċ simpliḋe do ġeall me ḋuit 7c.,” agus annsoin tá na ċeiṫre ranna ag tosnuġaḋ “Ḃeir lán na cruinne, 7c.,” ar an leaṫanaċ is sia siar, ag molaḋ tréiṫeaḋ na mná so. 'Siad so na focail atá mar ḟior-ḋeireaḋ ar an leaḃar

> “Críoċnuiġṫe le Piaras mac Ṁiċíl Mac Gearailt an t-oċtṁaḋ lá de'n ṁí Ṁeáḋoin ins an mbliaḋain d'aois ár Slánuiġṫe, 1769.
>
> Sic transit gloria mundi.”

Tá dánta ins an leaḃairín ag baint le beaṫaiḋ an ḟile, aċt tráċtsar orṫa so ag cur síos dúinn ar an ndroċ-ṡaoġal, ar ċúis na Stíoḃartaċ, 7c., 7c. Tá na bliaḋanta 1774 agus 1775 ainmniġṫe ag Piaras, mar ġeall ar Ḋiarmuid O hAirt, fear d'iompuiġ an cóta 7 is géar a ḃí sé ar an ḃfear soin i dtaoḃ gnóṫa gur ġaiḃ sé féin trid ċóṁ maiṫ, aċt go raiḃ aon-deifir aṁáin eatorṫa—duine aca ḃeiṫ dá ríriḃ 7 an fear eile ag bréagaḋ 7 ag leogaint air.

Do ṡeas na Gearaltaiġ go dlúiṫ 7 go daingean d'á gcreideaṁ 7 d'á ndúṫaiġ, mar a ċitear dúinn i

rann d'aṁrán do scríoḃ file 'sa ċeanntar ag caoineaḋ Ṁártain Suipéalaiġ na hIomanna :—

> "Bráṫair Réaḋmuinn ġréagaiġ an rinn-ruisc
> Ó Ḃaile Uí Ċríonáin le taoḃ tráġa míne,
> Scáiṫ na ruaḋ is buan-tsearc saoiṫe
> Dian-ġráḋ cléire, éigse is ríogan."

B'é an Réaḋmonn so sean-aṫair Ṗiarais. Nać éifeaċtaċ na focail iad súd "scáiṫ na Suaḋ" d'á léiriuġaḋ ḋúinn gurab iad muintir Ṗiarais Ṁic Gearailt dion, fuiṫin 7 cosaint na ḃfilí i n-aimsir ċruaḋtain? Agus ní luġaide an feiḋm atá leis an gcuid eile ḋe'n nDán ċéadna. Aċt ḃí cumas na nGearaltaċ tar éis dul i nDiaiḋ cúil nuair a fuair Piaras áitreaḃ a ṡinsear. Ní raiḃ an file ċóṁ tataċaċ leo so a ċuaiḋ roiṁe, mar, an uair a ḃí Iarla Deas-Ṁuṁan ag troid i gcoinniḃ na Sasanaċ d'aontuiġ 7 do ċaḃruiġ Seaġán Mac Réaḋmuinn Ṁic Gearailt leis an Iarla, 7 nuair a ḃuaileaḋ trom-ċos ar an nDeasṁuṁnaċ, do ċreaċaḋ, do scriosaḋ 7 d'imriġeaḋ an donas ar gaċ n-aon a ḃí páirteaċ leis, 7 níor ṫáire d'ḟear Ḃaile Uí Ċríonáin. D'aon scríb aṁáin do ċailleaḋ ḋó Baile Uí Ċríonáin, Baile Ṁic Iaiṫ, Baile Uí Ḋoṁnaill 7 suas le fiċe ḃaile fearainn eile timċeall na háite, agus do roinneaḋ iad ar ḋaoiniḃ a ġaiḃ páirt na Corónaċ 7 is cosṁail gurab ar an móḋ so do ṫuit Lios Caoinleáin ċum na nGeárdaċ, mar do ṫréigéadar soin an tIarla. Le duainéis is mór-ḋuaḋ 7 de ḋeascaiḃ caradais Iarla Ċorcaiġe do casaḋ Baile Uí Ċionnḟaolaiḋ air. D'á ḃríġ sin, ní hiongnaḋ go raiḃ fuaṫ 'n-a ċroiḋe ag an ḃfile do'n Sasanaċ 7 mór-ġráin aige ar "suirinn an Ḃéarla

ṁuair": is aige a ḃí cúis go leór, 'nuair ná féadfaḋ sé a ṡúile a leaṫaḋ mór-ṫimċeall gan féaċaint ar ḃailtiḃ fearainn a ṡinsear. Agus níor ḃ'é sin féin an donas ar fad, aċt mar ḃarr ḃróin, b'éigin dó a ḃeiṫ moḋṁail ciúin, mar gur tréiṫ lag a ḃí na Gaeḋil 'san am soin. B'in é bun na ceaṫraṁan so :—

"Tá'n donas le fada ar ċlannaiḃ na n-úr-scoṫ dtréan,
D'á stollaḋ, d'á stracaḋ, d'á ngreadaḋ is d'á mbruġaḋ go
faon ;
Muna stopair-se, a Aṫair ġil, bearta na mbúr, is baoġal
gur follus go gcaiṫfiḋ gaċ seabac ḃeiṫ duḃaċ mar mé."

Aċt cé gur ḟuiling na Gearaltaiġ a lán ar son a gcreidiṁ 7 a ndúṫaiġ 7 gur ċailleadar a gceannas fé mar aduḃairt Piaras ins an líne úd :—

"Cé follus mo ċineaḋ gur cuireaḋ gan tréiṫ gan tuaiṫ,"

b'éigin dó féin anois, i ndeireaḋ ṫiar ṫall, leogaint air géilleaḋ do reaċt na nGall, ċum ná creaċfaiḋe é féin agus a ṗáirtí ar fad, oir b'in é mar a ḃeaḋ aige dá mbaḋ ná stríocfaḋ sé. Ar a ṡon sain, ba ḃréagaċ an diúltaḋ a ṫug sé féin 7 na céadta eile do'n eaglais 7 ba neaṁċroiḋeaṁail an t-aontuġaḋ ṫugadar do ċreideaṁ na nGall: ar ndóiġ ba ḋeacair an scéal a ḃeiṫ ar a ṁalairt de ṡliġe nuair ná raiḃ de roġa ag Gaeḋeal aċt sain do ḋéanaṁ nó a ċuid talṁan 7 a aċṁuinn do ċailleaṁain. Ní fios dúinn an fada ġaiḃ Piaras ċum teampuill, aċt baineann sé le dealraṁ gur go seana-ṫeampull Ċill Críodáin a ṫéiḋeaḋ sé, mar gurḃ é an áit ba ċoṁgaraiġe. Is léir dúinn, leis, gur ṫuig an ċos-ṁuintir go cruinn cionnus ḃí

an scéal aige 7 ná raiḃ sé aċt ag bréagaḋ 7 ag meallaḋ na Sasanaċ. Ar ṁaiṫe leis-sean do leog na coṁarsain orṫa go raiḃ gráin aca ar Ṗiaras, 7 ní'l le faġáil aċt éan-aon aṁáin air—rann aonaraċ nár ċuir puinn feirge air, is dóċa, mar 'n-a leaḃar féin 'seaḋ ġeiḃmíd é :—

“ A Ṗiarais, a ġliaḋaire ba ranntaċ meóin,
Ag riaraḋ gaċ ciaḃ-ḃruinneal ṁoḋṁail, tais, óg,
Níor ḟiadais gan riaraḋ le cam go hóg
'Sa dí-diaḃal duit ó ṫriallais ċum teampuill leo.”

Deir Piaras gur fear ó Ċluain Meala, dar'b ainm Tomás De Barra, a ċas an beart leis, aċt má ċas, ṫug an file freagra cruinn air, i ndán i n-a ḃfaġtar ná línte seo :—

“ A ċogair, a ċaraid, 's a Ḃarraiġ is múinte méinn,
Is doilḃ liom ceangal le Cailḃin is liútar claon,
Aċt golfairt mo leanḃ 's a gcreaċaḋ gan triúċ, gan tréad
Tug sroṫanna óm' ḋearcaiḃ 'n-a gcaisiḃ, is túirlint déar.”
* * * * * * *
“ Nár ṫoil liom mo leanḃ 's a maireann beiṫ súiġte i gcré
Seoċ cogaḋ do ṫarraint ar m'anam le dúil 'sa tsaoġal.”
* * * * * * *
“ Ná togair-se fearg id' aigne ċuġam 'ná fraoċ
'S gurb ornaiġṫeaċ ċaiṫim mo ḃeaṫa le cuṁa 'gus péin
Is dona ḋam fearg na ḃflaiṫeas, a rúin mo ċléiḃ,
'S mar ċosaint ar m'anam gur greadaḋ Mac múirneaċ Dé.”

Is bríoġṁar an ċaint atá sa' ċeangal, mar an gcéadna, 7 go mór-ṁór ins an dá líne 'n-a ḋeireaḋ ṫiar, mar a ḃfuil an ċúis léiriġṫe go hiomlán :—

“ Scuit is cíos is íoc is greadaḋ clampair
Ċuir na mílte ḋinn-ne ag teaċt ċum teampuill.”

Ní ḟeictear dúinn go raiḃ a ṫuilleaḋ cartaċáin ag an mBarraċ 'ná ag éinne eile le Piaras ar an

gceirt sin, mar níorḃ ionann ar éan-ċor scéal ár ḃfile agus scéal Ṡéamuis na Srón, a ḃíoḋ :—

"Gaċ le Doṁnaċ ag dul ċum teampuill
ag súil le cabair ḃeag d'ḟaġáil ó'n gCoróin !"

Iar léiġte an dána soin do ċuir Piarar go dtí an Ḃarraċ déarfaiḋ gaċ n-aon náċ taodaire riaṁ do ċúm é aċt fíréan i nguais, 7 níor ġáḃaḋ dúinn leanaṁain ar an scéal níos sia, aċt ná leogann an file féin dúinn stad, mar cuireann sé os ár gcoṁair amaċ, go soiléir 7 go cneasta, bríġ a ḟuime 'san Ṁaiġdin Muire, ar mbeiṫ dó "iompuiġṫe," mar 'ḋeaḋ, i n-a Liútaránaċ! "Tá roinnt nó páirt," adeir sé, "de'n ċreideaṁ Sacsanaṁail Liútaránaċ so do ġlac mé (agus ní mar roġa) ná taiṫneann liom, 7 'sé sin gan impiḋe ar biṫ do ċur ċum Muire Máṫair Ċríost, ná onóir, príṁléid 'ná úrnaiġṫe ṫaispeáint di, 7 dom' ḃaraṁail gur'b í Muire Baintiġearna an Alla áluinn, aoiḃinn, aingliḋe," 7c., agus mar sin dó, ag cur síos ar a tréiṫiḃ i móḋ ná sáruiġtear i Liodáin na Maiġdine féin ar ḃinneas, ar ḋeiseaċt agus ar ġráḋṁaireaċt, agus mar ḃarr ar an scéal cuireann sé ag deireaḋ an ailt an rann so do ċeap Doṁnall O Colmáin i mbliaḋain 1697, mar ġeall ar an Ṁaiġdin :—

"Cé peacaċ, fóraoir, líonta go leor me 'e láib
'S me ceangailte i gclí ċaoiṁṫiġ dom' ḋóġaḋ de ġnáṫ,
Is dearḃ ná fuiġeaḋ coiḋċe gan dóċas bás
Is banaltra cíċ Ríoġ-ġil na glóire im' láiṁ."

Dob' éigean dó, go deiṁin, triallaḋ ċum teampuill leó, aċt ba ḃeag le daoiniḃ boċta cráiḋte le n-a linn sin leogaint orṫa an ċasóg d'iompóḋ, le

haigne casaḋ ṫar n-ais sé lá a mbáis, 7 d'á ċomarṫa sain féin ċítear dúinn i ndántaiḃ Ṗiarais cionnus do rinneaḋ i dtaoḃ an ḟir úd, an Doċtúir De Barra, 'nuair nár ḟill sé ar a ṡeana-ċreideaṁ sul ar cailleaḋ é. Ní fios dúinn ca huin do scar Piaras le "dream an ḟeill" aċt gan éan-gó ḃí sé i n-aiṫreaċas an dá lá is ṁair sé, ar an mbeart i dtaoḃ a ċreidiṁ. "Do ṫréigeas-sa bréiṫre na Naoṁ is na nÓrd," adeir sé, aċt má ṫréig, níor ċeil sé a ċroiḋe-ḃruġaḋ, 'san Aiṫriġe úd a scríoḃ sé i mbl. 1762.

Agus an tAor do ċúm sé ar Ḋiarmuid O hAirt. Is géar ṫar barr a ḃí sé ar an ḃfear sain ḃí 'n-a ṡagart paróiste i gCarraig Ṫuaṫail d'iompuiġ ċum a ḃeiṫ 'n-a ṁinistir i gCill Laiṫ, agus ar an mbráṫair Seaġán Paor mar an gcéadna, cé gur ḟill sé sin arís.

Ḃí rudaí eile ag déanaṁ trioblóide do Ṗiaras ċóṁ maiṫ—cúis na Stíoḃartaċ 'n-a measc—ar feaḋ na mbliaḋanta soin. Is iomḋa dán a ḋein sé ag brostuġaḋ na nGaeḋeal, fé mar adeir :—

"Sin agaiḃ an t-am 7 gabaiḋ le ċéile;
Preabaiḋ le fonn 7 planncaiḋ méaṫ-ṗuic;
Leanaiḋ an foġa soin ar ḋream an éiṫiġ,
'S ná staonaḋ aon le scáṫ ó'n ngleo."
(Duan na Saoirse).

"Cé tréiṫ gan stór gaċ leóġan is gríḃeaċ glan,
Do ḟéidfeaḋ leó, gan ċóir, gan ḃríġ, gan ḃail,
Ní baoġal duit fós! tá'n tóir ṫar tuinn ag teaċt
Do réiḋfe an brón 's an ceó óḋ' ċroiḋe ar fad."

"Gaċ baoṫlaċ diaḃail ná riarfaḋ céim do ġuais
Beiḋ cairmirt dian 'n-a ḋiaiḋ ag éigse is uais."
(Buaiḋ na nGaeḋeal).

Níor ċeip riaṁ air na baoṫlaiġ úd a ṁasluġaḋ, 7 gan aṁras do ġríosuiġ cuiṁne an ċreaċta do rinneaḋ ar a ḟean-aṫair é ċum tráċta ar ḋíbirt 7 ruagaḋ na nGaeḋeal 'san aimsir a ḃí caiṫte.

“ Beiḋ fógairt cluiċe is báire ar gaċ stróinse ċuir ċum fáin sinn
Agus crón-ṗuic gointe cráiḋte, a Ṁalaí beag ó.”

“ Is fad' ó cuireaḋ ċum fáin boċt, a Ṁalaí beag ó,
Pór na bflaṫa b'árraiḋ, a ċuid de'n tsaoġal ó:
D'á dtreascairt is d'á gcárnaḋ, d'á gclagairt is dá gcáibleaḋ
As sealḃ ceart is as áitreaḃ, a Ṁalaí beag ó.”

Ḃí cúrsaiḋe Ṡeaġáin ṁic Réaḋmuinn i n-a aigne aige, do réir ḋeallraiṁ, nuair a scríoḃ sé :

“ Lúbaiḋ ḃur ngéar-lanna léire mear-éaċtaċ'
I n-éadan fear 's i gcneasa cuirp ḃur náṁaid ;
Ḃur gcúla ná staonaiḋ ar éan-ċor aċt déiniḋ-se
An tréad so do ṫraoċaḋ go tréiṫ tuilte tláiṫ,
Náċ cuiṁin liḃ mar díbreaḋ ḃur sinsir ṫar sáile
'S gur claoiḋeaḋ le milleaḋ, dliġe 7 mionna, táinte gan treóir.
Is aoiḃinn an scéal so le léir-ċanaḋ, sílim,
Go mbeiḋ saor-ċlanna Ṁíleaḋ go meiḋreaċ ar sóġ.”

“ Máirseáil an Ṗoic-ḟiaiḋ ” atá mar ainm ar an aṁrán soin 'san mBarúnaiġ: ní'l éan-ainm leis i leaḃar an ḟile féin, aċt 'nuair a ḃí Piaras d'á aiṫscríoḃaḋ i mbl. 1769, ar mbeiṫ do ċúis na Stíobartaċ básuiġṫe, do ċuir sé iarball leis an gcaint, mar seo: “Is iomḋa glór díoṁaoin i gceann an tí a ċom an t-aṁrán so, 's go ḃfóire Dia air gan ċiall!”

Tá cúig cinn d'aislingiḃ againn uaiḋ, aċt is cosaṁail gur rinn sé i ḃfad níos mó 'ná soin—dála na n-aṁrán, ní féidir iad do ġaḃáil idir láṁaiḃ fé láṫair, aċt tá súil go ḃfaġfar a tuilleaḋ d'á

scríḃinn fós. Tugann sé geallaṁain dúinn, anois is arís, ar a ndéanfar 'nuair a ṫiocfaiḋ Séamus, Cormac Óg, an buiḋean ṁear ó Albain, an Laois-eaċ 's a ṡluaġ, Rí Pilib buan, 7c. :—

"Beiḋ daor-ġruig an éiṫig 's an aiṁlis
D'á dtraoċaḋ is d'á ndíbirt 'sa ḃróġṁar,
'S na céadta beiḋ féin' bun 'san trínse
Ag réabaḋ na díge 's d'á róṁar."

Aċt cad is gáḃaḋ dúinn ḃeiṫ ag tráċt níos sia ar a nduḃairt sé i gcoinniḃ na n-allṁuraċ—tá ḋríġ an scéil ins an rann so do ċum sé ar tiúin riaḋaiġ::—

"Is dubaċ liom an smúit seo ar Ġaeḋil
Gan rúgraḋ gan ruġaċas gan scléip
Aċt prútaiġ gan múineaḋ gan méinn
'N-ár ndúṫċas is túirseaċ an scéal.
Cé ceannasaċ iad i n-ár mbailtiḃ le cian
Is flaṫa sé scamall gan aiteas gan mian
Ċífir-se, geallaim duit, sceiṁleaḋ ar Ġallaiḃ
Dá ndíbirt ṫar calaḋ i n-ainm an diabail."

Aċt i lár bróin na tíre, ḃí greann i gcroiḋe Ṗiarais, uaireanta, mar ḟoillsiġtear dúinn 'n-a ċuid scríḃeann. Féaċ an t-amrán do ċúm sé mar ġeall ar ġaḃar neaṁṫairḃeaċ do ṁarḃuiġ Con-ċuḃar Treó i mBaile Ṁacóda. Tá ḟios ag éinne o'n dtuaiṫ gur 'mḋó go mór an díoġḃáil agus an braduiġeal a ḋéineann gaḃair ṫineóntaiḋṫi ar ċrannaiḃ, ar ġlasaraiḃ 7 ar barraiḃ eile an feir-meóra 'ná riú toirte na ngaḃar. Ar an aḋḃar soin, dá mbaḋ gaḃair Ċúige Ṁuṁan ar fad a ḃeaḋ i n-a gcodlaḋ ag Conċuḃar ní hé 'n ġaḋmleóireaċt so a ḃeaḋ tuillte aige, aċt buiḋeaċas 7 beannaċt.

Tá greann, leis, i n-a ndeir sé mar ġeall ar Ḃaile Uí Ċoitín, Éamonn de Bál, An Snaoisín, 7c.

'Sé ainm an Ġearaltaiġ atá leis an Aor ar Ṡeaġán Paor, ar fuaid na Barúnaiġe, 7 tá "Feart-laoi" ag na sean-daoinib ná fuil i n-éan-ċor le faġáil i scríbneóireaċt an ḟile 'n-a leabar. Gaol do Ṗiaras do b'eaḋ an Seaġán so. Mac dearb-ráṫar a ṁáṫar, mar léiġmíd:—

"Ba ḟeana-ṁáṫair tráṫ gan bréig duit,
. . . . . . .
Grás órdur a hainm munab dearmad déinim
I gCnoc a' Leaṫaraiġ do ṁaireaḋ, i nDéise."

Gan amras is i dtaoḃ a ġaoil le Seaġán do ċuireann sé ainm bréige leis an ndán—Baoṫlaċ mac Críoṁṫann ṁic Féidlim Ó Seaċnusa.

Is deacair éan-tuairisc d'faġáil ar ḃeaṫaiḋ Ṗiarais, seoċ is an méid is féidir a ḃailiuġaḋ as a scríbeannaib, act ní'l éan-gó ná go mbíoḋ sé go minic i measc fili an ċeanntair nó ba ċirte a ráḋ go mbíoḋ na fili le n-a ais sin, mar ṫagaidís go Baile Uí Ċionnḟaolaiḋ ag triall ar an gCeann Coṁairle, árd-file Cúirte na mBúrdún, .i. Piaras mac Gearailt, "Árd-Sirriam Leiṫe Moġa," mar a ġlaoḋann sé air féin i gcoṁnuiḋe. Dein Seaġán Cláraċ mac Doṁnall amrán i mbliaḋain 1745 do Ḋuireann Paor, inġean Ṗiarais Paor ó Ċluain Molt, 7 ní cosaṁail go mbeaḋ Uaċtarán Cúirte na Suaḋ-Éigse ó Ráṫ-Luirc aníos, ċóṁ cóṁgaraċ sain do Baile Uí Ċionnḟaolaiḋ gan glaoḋ ar a ċóṁ-uaċtarán. Bíoḋ Taḋg Gaeḋealaċ 7 Donnċaḋ Ruaḋ mac Con Mara 'n-a gcoṁnuiḋe i gcoṁarsanaċt Cúirte na mBúrdún, i measc muintir' na Barúnaiġe.

Ċitear dúinn gur cuireaḋ scéal i ḃfuirm Fóġarma 7 Ḃarántais ag triall ar an Móránaċ, ċum teaċt i leiṫ ó Ṡliaḃ gCua, ċum freagra iomċuiḃe a ṫaḃairt ar na casaoidiḃ do rinneaḋ 'n-a ċoinne i dtaoḃ filiḋeaċta, 7c. Aċt ḃí fili go leór láiṁ leis an gCúirt, ionnus go ḃféadtaí Soċair a ḋéanaṁ suas éan-uair, ar ḃeagán trioblóide: níor ġáḃaḋ aċt teaċtaireaċt do ċur go dtí Éamonn De Ḃál, Uilliam Ruaḋ, Éamonn Ó Flaiṫḃeartaiġ, Seaġán Ó Cuinneagáin 7 go leór náċ iad. Ní ċuirfeaḋ sé iongnaḋ orainn ḟaġáil amaċ gur ṫug Eoġan Ruaḋ féin cuairt ar Ċúirt na mḂúrdún—ba ṁinic d'ḟág sé a áit ċoṁnuiḋṫe ar aigne dul ag spailpíneaċt, agus níor ḋóiċiḋe an ball ar a dtaḃarfaḋ sé a aġaiḋ 'ná ar an mḂarúnaiġ: is cuiṁin le sean-daoiniḃ na háite sin indiu go dtagaḋ na sluaiġte fear o'n áird aniar ċuġta ċum an ḟóġṁair 7 na prátaí a ḃaint. Ḃí Eóġan tamall i dtiġ na Nóglaċ i nÁṫ na Cise, 7 ḃíoḋ Piarar 'san áit sin go minic mar ḃí inġean dó pósta ag Éadḃárd De Nógla i mḂaile na Móna, 7 ḃí Piarar an-ṁór le "Piarar féiṁ De Nógla" i nÁṫ na Cise, mar atá luaiḋte i leaḃar an ḟile. Do lean gnó Cúirte na mḂúrdún ar feaḋ deiċ mbliaḋan 7 dá ḟiċid, 7 ċoinġḃíġtí seasóin fé ḋó ins an mbliaḋain, ar a laiġead, mar 'san ḃfóġairm a ċuir Piarar ċum an Ṁóránaiġ órduiġtear dó a ḃeiṫ 'n-a láṫair i bpearsain ar an deiċṁeaḋ lá de ṁí Ṁeáḋoin Fóġṁair 1744, aċt d'ḟaitċios ná soiċfeaḋ an fóġairm ċuige roiṁe sin, "maise, forḟóġraim duit an treas lá Earraiġ (1745) gan dream sir ḃeiṫ im' ḟiaḋnuise ins an ionad réaṁráiḋte." D'ḟéadfaiḋe mór-ċuid a ráḋ mar ġeall

ar Ċúirt na mBúrdún 'san ḃFanuirc 7 ar an ngreann 7 ar an aoiḃneas a ḃíoḋ innti ag Cruinniuġaḋ na mBárd, 'nuair ḟuiḋeaḋ Piaras i gcaṫaoir an Áird-ḟile 7 "Bata na Bacaille"—cómarṫa a riar-ċóm-aċta—aige i n-a ḋeas-laiṁ.

Is beag atá le ráḋ i dtaoḃ Piarais ó ḃliaḋain 1775 a leiṫ; ní'l a ainm le fáġail le dán 'ná barántus 'ná le scríḃinn ar biṫ go dtí go dtagam go 1785, agus tá leitir ag seasaṁ fós againn do scrioḃ sé i nAbrán na bliaḋna sain mar ġeall ar rudaíḃ a ḃain le talaṁ. Deir sé ins an leitir seo gurḃ' é Seaġán mac Réaḋmuinn Mic Gearailt a ṡean-sean-aṫair féin, agus gurḃ' in é an fear a fuair léas Ḃaile Ui Ċionnḟaolaiḋ ó Iarla Ċorcaiġe. Ḃiḋ é an Seaġán mac Réaḋmuinn do creaċaḋ i mbliaḋain 1600 fé "attainder" Riaġaltais Ṡasana.

Is deallraiḋṫeaċ gurab ṫall i Leaca 'n Daire i bparóiste na Claise Móire i gCo. Portláirge, do ċaiṫ an file a laeṫeanta deireannaċa. Deirtear gur ṁair sé i gCill Ṁaluaiḋ ċoṁ maiṫ, ar an dtaoḃ eile ḋe ḃóṫar, aċt do réir ġnáṫ-ċainte na ndaoineaḋ b' i dtiġ aṫar a ċéile a fuair sé bás, an tiġ i n-a ḃfuil an Ruiséalaċ (Coṁairliġeaċ Ceann-tair) i n-a ċoṁnaiḋe indiu. Seo scteanncán atá ag sean-daoiniḃ na háite sin mar ġeall ar an nGearaltaċ agus Cill Maluaiḋ, cé go ḃfuil rud éigin d'á ṡórt i dtaoḃ áiteanna eile i nÉirinn.

FÁNAIḊE.

Ceist agam ort, a ḟáir-ḟir,
  Ó's tu is diaḃnaiġe d'ḟág an cuan,
Cá ṁéad galún sáile
  Ṫéideann trí Ċrumpán Ċill Ṁaluaiḋ?

PIARAS.

Ní fuiris í ṫóṁas 'n-a cáirtiḃ—
  Tá sí láidir luaṫ,
'S an méid ná fágann sliġe 'san áṫ ḋí
  Gaḃann sí an fána ó ṫuaiḋ.

Tá scéal eile i mbéal na ndaoineaḋ ag cur síos ar an tsliġe a ḋein an file báille an tSirriam a ṁallaċtuġaḋ, aċt is minic a ḟocruiġtear scéalta beaga d'á ḟaġas sain cum go n-oirfidís do ċúrsaiḋe ag baint le ceanntraċaiḃ áiriṫe.

Ar n-éag do Ṗiaras timċeall na bliaḋna 1788, do rinneaḋ é ṫórraṁ i n-a "áitreaḃ i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ" agus do cuireaḋ fé ḟód é i n-uaiġ na nGearaltaċ i sean-reilig Ċill Ṁic Dunṁóiġ atá i ngoireaċt cúpla páirceanna do'n mball i n-ar rugaḋ 7 tógaḋ é, agus a dtuas air do cuireaḋ anuiriḋ, mac a ḟeana-ṁic .i. Míċeál mac Ṁiċíl Ṁic Gearailt, B. L., Éireannaċ dílis 7 fíor-ṫíorġráḋ-ṫóir, a ḋein cion fir ar son na Gaeḋilge.

Ní raiḃ de ḋéantús Ṗiarais ag na Gaeḋil do ċuaiḋ romainn aċt éan-dán aṁáin: tá punann maiṫ againn anois. Ní'ltear ag molaḋ 'ná ag cáineaḋ filiḋeaċta an Ġearaltaiġ annso: gaċ duine a ṫuigeann an ceist tugaḋ sé a ḃreiṫeaṁnas féin agus abruiġeaḋ sé an raiḃ an ceart nó ná raiḃ ag an té a laḃair na focail úd le n-ar ṫosnuiġeaḋ na línte seo:—

"An file binn suairc-ḃriaṫraċ o ṫaoḃ na mara ṫeas."

RISEÁRD O FOĠLUḊA,

CRAOḂ AN ĊÉITINNIĠ DE ĊONNRAḊ NA GAEḊILGE
I MBAILE ÁṪA CLIAṪ, 1903.

# Aṁráin

# Ṗiarais Ṁic Gearailt

---

## I.—ROSC CAṪA NA MUṀAN. A.D. 1750.

D'aiṫniġeas féin gan ḃréag ar ḟuaċt
'S ar anfaiṫe Thétis taoḃ le cuan,
Ar ċanaḋ na n-éan go séiseaċ suairc,
Go gcasfaḋ mo Ṡéasar glé gan ġruaim.
Measaim gur subaċ do'n Ṁuṁain an fuaim
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na mbuaḋ
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraint go teann 'n-ár gceann ar cuaird.

Tá lasaḋ 'san ngréin gaċ lae go neóin;
Ní taise dó'n ré, ní ṫéiḋeann sé neóil;
Tá barra na gcraoḃ ag déanaṁ sceóil,
Naċ fada ḃeiḋ Gaeḋil i-ngéiḃeann bróin.
Measaim gur subaċ do'n Ṁuṁain an ceól
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtreón
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraint go teann 'n-ár gceann fé ṡeól.

Tá Aoiḃill ar mire agus Áine óg
Agus Clíodna an ḃruinneal is áilne snóḋ;

Táid mílte agus tuilleaḋ de'n dtáin seo fós
D'á fuiḋeaḋ le buile gur ṫáinig an leoġan.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain an ceól
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtreón
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing anall 'n-ár gceann fé ṡeól.

Is annaṁ dam maidean ar aṁarc an laoi
Ná bainim ċum reaṫa go fairrge síos,
Mo ḋearca do leaṫaḋ ag faire de ṡíor
Ar ḃarcaiḃ an ḟaraire ag gearraḋ na sliġe.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain 's gur binn
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na ríoġ
Torann na long ag scoilteaḋ na dtonn
Ag tarraing go teann 'n-ár gceann gan moill.

Cruinniġeaḋ gaċ duine d'ḟuil Ṁíleaḋ ṫréin
Go riṫeann 'n-a ċuisle de'n ḃfíor-ḟuil braon,
Do milleaḋ le dliġṫe 's do cráḋaḋ le claon,
Go mbuailfiḋ sé buille le báire an tréin.
Measaim gur suḃaċ do'n Ṁumain i gcéin
'S d'á maireann go duḃaċ de ċrú na dtréan
Torann na dtonn le sleasaiḃ na long
Ag tarraing go teann 'n-ár gceann le faoḃar.

---

## II.—DUAN NA SAOIRSE. A.D. 1758.

**Fonn: An Ċraoiḃín Aoiḃinn Áluinn Óg.**

Is fada sé ċuṁaḋ me ag tnúṫ gan téarnaṁ,
Go duḃ-ċroiḋeaċ tréiṫ-lag tláiṫ gan treóir,
Dom' ḃascaḋ idir búir 's dom' ḃruġaḋ idir ḃaoṫlaiġ
I lúib luim sléiḃe fé ḃráca an ḃróin,

Gan de ċaraid dom' ċabair aċt Donn 's a ġaolta
Do ḃeartuiġ ar dtúis dam túirling taoḃ leis
Go n-aiṫrisfeaḋ dúinn gaċ rún ba léir do
Le dúil grinn scléipe gárṫa is ceóil.

D'aiṫris ar dtúis dúinn cúis na saor-ḟlaiṫ,
Gan ḟiú suim gné nó fáṫ a ngleó,
'S naċ fada beiḋ búir i ndúṫċas Éireann
'S crú ċaoin Éiḃir tláiṫ gan treóir:
Tá Carolus 's a lannsa, 's a ċoḃlaċ gléasta
Ag tarraing ṫar aḃainn le cabair d'ár saoraḋ
Is ní ṁaiṫfiḋ súd bonn do ċlann Liútaerius
'S beiḋ foġlaiḋe éigin tláiṫ 'san ḃfoġṁar.

Fearsa beiḋ greann le fonn ar éigsiḃ
'S tiúin fuinn gléasta ag dáiṁ an ċeóil;
Beiḋ cantain i dTeaṁair fá Ṡaṁain ag saor-ḟlaiṫ
'S toġa sliġe ag cléir le faġáil óm' leóġan.
Beiḋ cealla 7 uird gan ċúinse ag Papists;
Beiḋ easpairt an Doṁnaiġ i dteampuill naoṁṫa;
Beiḋ scaipeaḋ agus scannraḋ ar ċomplaċt éigin,
'S is suḃaċ sioṫaċ beiḋ Gaeḋil go bráṫ 'n-a ḋeoiḋ.

Tá Ferdinand go fann 's an Francaċ taoḃ leis
'S Hannraoi traoċta ag dáiṁ, dár ndóiġ;
Tá scaipeaḋ ar na hamais, cá ngeaḃaid ní léir ḋam—
Prussia tá tréiṫ-lag is dáil do'n ngleó;
Sanders gan bail 's a ċaḃlaċ réabṫa,
Rodney i gcúl gan congnaṁ ó éin-ḟear,
Cumberland duḃaċ 's an gúta 'á ċéasaḋ
Agus Hold Thief déanta de Hawke ó ló.

Sin agaiḃ-se ó ṫúis gaċ rún ba léir dam
Agus meaḃruiġiḋ féin do ċáċ mo sceól;
Tigeaḋ gaċ croḃaire ag caḃair le Séarlus
Agus toġa cloiḋiṁ gléasta i láiṁ gaċ treóin.
Sin agaiḃ an t-am ⁊ gaḃaiḋ le ċéile;
Preabaiḋ le fonn ⁊ planncaiḋ méiṫ-ṗuic;
Leanaiḋ an foġa soin ar ḋream an éiṫiġ,
'S ná hiompuiġeaḋ aon le scáṫ ó'n ngleó.

---

## III.—BA RIAĠAIL AG FLAIṪIḂ.

Ag leanaṁain friotal fíor-ṁilis Ṡeaġáin Uí Ṫuama an Ġrinn.

Ba riaġail ag flaiṫiḃ a ḃeiṫ fearaṁail fáilteaċ féil
'San gcríċ seo tamall, gur leagaḋ na táinte laoċ.
An fuiḋeall beag ṁaireas ní'l aiteas 'ná táḃaċt 'n-a gcéill
Tá Gaoiḋil fé scamall, is Gallaiḃ go hárd i réim.

Réim is racmus do ċleaċtas an ráib gan ġruaim;
Éaraḋ ní faċtar 'n-a ṫeasdas ó'n sár-ḟear suairc;
Laoċ ba ṫaiṫneaṁaċ sealad ag fáiḋiḃ duain,
Ba ṫréan ċum seasaiṁ 'n-aġaiḋ danar i mbeárnain ċruaiḋ.

I mbeárnain ċruaiḋ na ruaḋ ba ḟáṁ ba ṫréan,
Ó'n Ráiṫ anuas ba ḋual ḃeiṫ sár-ṁaiṫ, saor.
Mo ċás! mo nuar! na huaisle ar fán go faon
D'ḟág táinte ar buaḋairt go fuar is Pádraig tréiṫ.

Cé tréiṫ gan stór gaċ leóġan is gríḃeaċ glan
Do ḟéidfeaḋ leó, gan ċóir, gan ḃríġ, gan ḃail,
Ní baoġal duit fós! tá 'n tóir ṫar tuinn ag teaċt
Do réiḋfe an brón, 's an ceó ód' ċroiḋe ar fad.

Cé fada riar do ṫriall go Béarra an Ċuain
Do ġeaḃair gaċ triaṫ 'san iaiṫ sin séiṁ gan ċluain.
Gaċ baoṫlaċ diaḃail ná riarfaḋ céim do ġuais
Beiḋ caisṁirt dian 'n-a ḋiaiḋ ag éigse is uais.

Uais gan ċáim roiṁ ḋáiṁ an ḃrollaiġ-ġil
Is uaisle Fáil go sáṁ 'n-a ḟolas-ċill.
Cé cruaiḋ do ċás le srás is le doilḃe,
Beiḋ ruaig ar do náṁaid is beir sásta soilḃir.

---

## IV.—Seaġán Ó Diġe.

Níor ġéilleas riaṁ do ráiḋtiḃ
Fileaḋ, fáiḋ nó draoi
Go ḃfuair an Ḃulcán gránda
Ḃénus ḃreaġ mar ṁnaoi,
Nó go ḃfeaca péarla an ḃáin-ċnis
Le toil a cáirde gaoil
Gan roġa nó malairt áruis
I ḃfoċair Ṡeaġáin Uí Ḋiġe.

Ní ġéillim náċ sprid náiṁdeaċ
Do ṫáṫuiġ dlúiṫ an dís;—
A ċursóir ṗeacaiḋ Ṁámoin,
'Na mearc, mo náire, ḃís!
"Mopso Nysa datur"—
Is fíor an ráiḋteaċt í
Ó fuair an stuaire d'áḋḃar
Fear mar Ṡeaġán Ó Diġe.

Dá mbaḋ fear mar ċáċ me
'S gur ṁaiṫ mar ċeárd liom í
Do ṫroidfinn seal mar Ṁárs di
'S do ġráḋfainn í óm' ċroiḋe;
Ó 'sé do ḃreóiḋ 's do ċráiḋ me,
Is d'ḟág me tám gan ḃríġ,
Ár gcartlainn ṡneaċtaiḋ ṁná ḃeiṫ
'Na tráill ag Seaġán Ó Diġe.

---

## V.—MONUAR MAR D'ÉAG.

**Fonn: "Seaġán Ó Duiḃir an Ġleanna."**

Monuar mar d'éag na fearaiḃ, uaisle Gaeḋeal do b'ḟearra:
Ba ṁuar a gcáil 's a ngradam, is ba ḃáirreaċ a réim;
Ba luaiṫe léir ċum caṫa Tuaṫal tréan Mac Teaċtṁair,
Ní áirṁim Cóir Uí Ċalma, d'árduiġ mac Dé;
Lúṫ na laoċ nár ṁeaṫta, an trúir 'nar ġlaoiḋ Turgesius,
Fionn le hAiacs fuair gairm árd-ċon le faoḃar,
Is mór-ṁac Briain do ṫreascair Danair ċróḋa an leasa
'S ná bíoḋ Seaġán Ó Duiḃir an Ġleanna ág tráċt ar a ġéim.

Do traoċaḋ i gCluain Tairḃ i mbéimeann muar na gairce
Éigse is leógain ċailce ba rábaċ fa' scléip,

Duḃlaing óg 's a ḋalta 'n-a mbianaiḃ óir ar lasaḋ
Le faoḃar gníoḋ feóil do ġearraḋ, 's is breaġ ċartaḋ Danes,
Mac Maoil ṫug ċuġainn tar caire Creed is Cooke is Carud,
Maud is Moore is Bagwell d'ár gcárnaḋ ins gaċ céim
Fowkes is Hoops is Bassett, triúr d'fúig mé-se i n-earaid,
Is níor ġreann liom tú ḃeiṫ feasta ag trácht ar do ġéim.

Tá an Spáinn go huṁal ag freagairt, 's is dána an ċúis le tagairt
Sás na dtrúp do ṫarraint go bráṫ ċum an scéil,
'S a n-árṫaiġe dúnta daingean lán de ṫoġa na ḃfearaiḃ
Láidir uṁal ċum caṫa, ráib-ċoin gan ḃéim.
Is gearr 'n-a ḋéiḋ go bpreabfaiḋ scáil na long ar lasaḋ,
Gárṫa i gcluṁais gaċ baile is dán suilt le séan,
Go mbeiḋ ppóiseas siain ag sagairt is sinn-ne 'triall ar easpairt
Is, go ḃfaġam-na an ċaḃair, ná bain le trácht ar do ġéim.

Táid éigse ag suiḋe le tamall réabaḋ ṫíos ar Ġallaiḃ,
Traoċaḋ is sceiṁleaḋ is scaipeaḋ i gClár Luirc is Néill,
Is Gaeḋil a ċionn, cé fada, a ndaor-ḃruid díoḃ 's a gcearna,
Ag teaċt arís i ngradam áiḋḃéil 'n-a ndéiḋ.

Ní'l sméirle díoḃ ná cleaċtann Cré do ríoṁ 'ná Paidir
Ná traoċfaimíd i gceartaiḃ báis agus éag:
'S is fearr le maoiḋeaṁ soin, measaim, 'ná ráiḋte baois' an raiste
Seaġán Ó Duiḃir an Ġleanna ag tráċt ar a ġéim.

---

## VI.—A Ṁalaí beag, ó.

Fonn: "Eiḃlín a Rúin."

Siúd Móra is Muire is Pádraig duit
  A Ṁalaí beag, ó!
Mo sceólta bainfid gáire asat
  A ċuid de'n tsaoġal, ó!
Suiḋ, a stóir, láiṁ liom,
Is inneósad duit le háṫas
Gó ḃfuil Seóirse ag gol 's ag gárṫaiġ,
  A Ṁalaí beag, ó!

Táid crón-ṗuic caṫaċ cráiḋte,
  A Ṁalaí beag, ó!
Mar táid slóiġte d'ḟuirinn Spáinneaċ
  A ċuid de'n tsaoġal, ó!
Fé ḟeól ag teaċt 'n-a dtáintiḃ
Le cóir go lannaċ láidir,
Is beiḋ coróin ar Arcánius,
  A Ṁalaí beag, ó!

Ólfam feasta a sláinte,
  A Ṁalaí beag, ó!
Mo leóġan lannaċ láidir,
  A ċuid de'n tsaoġal, ó!

Beiḋ tóir o Albain láiṁ leis
Is slóiġte ó'n ainnir Máire,
Is nár ḟóiriḋ Críost a ngárṫa,
A Ṁalai beag, ó!

Beiḋ ceól cruit, siosma is gáirdeas,
A Ṁalai beag, ó!
Ag leógain Inse Fáilḃe,
A ċuid de'n tsaoġal, ó!
Beiḋ fógairt cluiṫċe is báire
Ar gaċ stróinse ċuir le fán sinn
Agus crón-ṗuic gointe cráiḋte,
A Ṁalai beag, ó!

Is fada ó cuireaḋ ċum fáin boċt,
A Ṁalai beag, ó!
Pór na bflaiṫ do b'ársa,
A ċuid de'n tsaoġal, ó!
D'á dtrearcairt is d'á gcárnaḋ,
D'á gclagairt is d'á gcáibleaḋ,
Ar sealḃ ceart 's ar áitreaḃ,
A Ṁalai beag, ó!

## VII.—Mór Ċluana.

Trém' aisling aráoir is mé 'm' luiġe ar mo leabaiḋ
Do ḋearcas le m' ṫaoiḃ an ríġ-ḃean ċailce;
Ḃi luisne 'sa ṁnaoi ba ġeanaṁail gnaoi,
Is gile ag teaċt tríṫi de ḋruim an tsneaċta.

Ar ṫeaċt di fám' linn ba ċruinn a haṁarc,
Is do ḃeannuiġ le suim go binn dom' ṡaṁailt
D'ḟreagras í gan deaḃaḋ gan ḋíṫ,
'S níor ḃ'aiṫis liom suiḋe ar feaḋ mí 'n-a haice.

"A ainnir an mín-ċnis íoḋain aibiḋ,
Do ċuiris trím' ċroiḋe do ṡaiġeaḋ go tapaiḋ;
Muna gcleaċtfair liom tiġeaċt a ḃaile ċum tiġis
Is duine gan ḃríġ mé le baois ná mairfiḋ.

Innis dam féin gan bréag do ṡloinneaḋ:
An tusa Déirdre tré 'r traoċaḋ Clann Uisniġ?
An tusa Céarnait nó 'n ḃruingeall ó'n nGréig
Do ṫionnscain d'Éirinn an ċéad ṡruṫ muilinn?

An tusa Tétis o ṫaoḃ na tuinne,
Nó an tu Hébe do ṫréig a cumann,
Nó Duireann na séad do ṫáinig ó'n Réaḋċoill,
Nó Aoiḃill aeraċ o ṫaoḃ na Craige?"

"A óig-ḟir féiṁ, is baoṫ do laḃairt:
Ní ceaċtar díoḃ mé de 'n méid do ċanais;
D'aċtas lem' ré, cé gur ḋeacair liom é,
Gan m'ainm do léiġeaḋ d'aon d'á maireann."

"Oċ go cruaiḋ! mo ḃuaḋairt! mo ḋanaid!
An tusa Mór Ċluana, mar a luaiḋtear t'ainm?
Taḃair dam tuairim is ná fág me ar buaiḋreaḋ,
Ar lorg do ṫuairisc' go truaiġe, faid ṁairfead.

"Is cruinn do ṫuairim, a ṡuairc-ḟir ġasta:
Is mise Mór Ċluana is luaiḋfead feasta
Gur mé bean síḋe an leasa so ṫíos
Na nGearaltaċ ngroiḋe do ḃíoḋ i gceannas."

Ar n-imṫeaċt di uaim d'ḟág buaḋ is beannaċt,
Is duḃairt, dom' ḋúiseaċt suas gan feallaḋ,
"Ní ḃeir-se gan gualgas i n-ionad do ḋuanta,
'S ní heagal duit bualaḋ o'n sluaġ, 'ná meallaḋ."

## VIII.—Máirseáil an Ṗoic-Ḟiaiḋ, 1765.

Fonn:—"Buffs March"; or, "Lord Adam Gordon."

Stiúruiġ le congnaṁ an Dúilim, a rúin ġil,
Go Londain ṫeas, is fear, i mBreatain báin,
'S gur tu cnú ṁullaiġ is lonnraḋ gaċ dúṫaiġe, is laoċra;
Gan éalaing is léir ṫu de ṗréiṁ Ċaisil ċáiḋ.
A ḃláṫ na finne, barr ṫu is binne, is fearra fuinneaṁ éaċt is gníoṁ,
Slán go dtigir, tráṫ gan tuisle, saor ċugainn le slóiġ,
Ag éileaṁ le faoḃar, caiṫréim agus cróḋaċt
Ar ḋaor-ċineaḋ méirleaċ do ċaoṁna 's do ċoróin.

Tuar suilt is tréiṫe na scéalta so léiriġṫe
I léir-Inis Éilge anoir, cé fada sé ċáin,
Buaḋ neirt is tréine go haeraċ le saor-ḃile
Réiḋfear go héascaiḋ ár gcéim is ár gcás.
Siuḃail, a ċumainn, ċuġainn le cumas, tiúnfar cruit le fáilte rómat;
Le fonn beiḋ iomad aḋarc is stoc ag síor-ṡeinm ceóil
Beiḋ crú ċeart na hÉireann, le tréiṁse tá claoiḋte
Gan céasaḋ le cíosaiḃ mar ḃíodar fé ḃrón.

Lúbaiḋ bur ngéar-lanna léire mear éaċtaċ'
I n-éadan fear 's i gcneasa-ċuirp bur náṁaid.
Ar gcúlaiḃ ná staonaiḋ ar éan-ċor, ní méala
An tréad-so do ṫraoċaḋ go tréiṫ tuilte tláiṫ.

Nác cuiṁin liḃ mar ḋíbreaḋ ḃur sinsir ṫar sáile le Seón,
'S gur claoiḋeaḋ le milleaḋ dliġe 7 mionna táinte gan treóir.
Is aoiḃinn an scéal so le saor-ċanaḋ, sílim,
Go mbeiḋ caoṁ-ċlanna Míleaḋ go meiḋreaċ ar sóġ.

'S sé ṫuairim an scéil seo le réiḋteaċ ár ndaoir-ḃearta
Glaoiḋmíd uile ar scála ṗunch go lán.
Go luaṫ spreagtar téada le gléir-ḃinneas píbe
D'ár saoraḋ ó scinn ċuġainn an Rí ceart 'na ṁáġ.
Líontar gloine i láiṁ gaċ nduine, lán de ṁire suġaċais bíom :
Sláinte an ḟir ċum fáin d'imṫiġ, diúgfam sé ḋó.
Ár gcléir ḃeiḋ gan éan-smaċt, ár n-éigse's ár saoiṫe;
Léiġtear dúinn laoiṫe 7 seinntear dúinn ceól.

Gan aṁgar taistil le hAṫair glan féiṁ Ó Riain
Go moḋṁail beaċtaim-se beannaċt is céad i gcian
Go nuig roġa na sagart ar taiṫneaṁ 's ar gléirḋeaċt miain
'S giḋ gallda é 'ainm is aiṫnid gur Gaeḋealaċ liam.

Is fada treiḃ Gaeḋeal ġroiḋe ġlas, an ġarraḋ gliaiḋ,
Gan reaċta, gan rí dílear, gan aċṁuinn na gcliar.
Ca fios gan ṁoill sceiṁle ná preabfaḋ i gcian
Do ġlanfaḋ o ċuing ḋaoirse iad go bfreagraḋ Dia.

## IX.—An Ġeallaṁain.

Ar maidin i ndé is me ag déanaṁ maċtnaiṁ
 Ar Ġaeḋealaiḃ 's mar a leagaḋ a gcáirde
Do casaḋ liom bé ḃí péarlaċ cailce,
 Maorḋa, maiseaṁail, mnáṁail.
Ḃí a reaṁar-ruisc réiḋ 's a scéiṁ mar eala,
 A béal, a leaca, 's a báin-ċnis
Mar ṡneaċta ar ċraoḃ tré ċaor ag lasaḋ
 'S í ag déanaṁ aitis is áṫais.

Adubairt ainnir na ndéid-ġeal "Dé do ḃeaṫa
 'S éist liom sealad, a ṡáir-ḟir:
Tá dalta mo ċléiḃ 's mo ċéile ag casaḋ
 Go tréan tar calaḋ 's a ġárda;
Scaipfiḋ na tréada taodaċ' malluiġṫe
 'S beiḋ éisg' go flaiṫeaṁail fáilteaċ
'N-a ḃfearantas féin go séiṁ, go seascair,
 'S ár gcléir go soilḃir sásta.

Tá lasaḋ ins an spéir, is an ġréin gan sceamall
 'S an rae go neartṁar, neaṁ-scáṫaċ;
Tá binneas na n-éan i ngaorṫaḋ an ġleanna
 'S tá an laoġ go magaṁail ceáfraċ;
Tá'n ḟairrge ṫréan gan ḟraoċ, gan fearg,
 'S an ġaoṫ go taiṫneaṁaċ páirteaċ;
'S is gairid dúinn téarnaṁ mo laoċ a ḃaile
 Ag éileaṁ sealḃ gan spleáḋċas.

Is fada fé ḋaor-smaċt laoċra Ċaisil
 I ngéiḃeann ġalair gan cáirdeas,
Gan talaṁ, gan taoḃṫaċt réim 'ná caise,
 Fé ḋeaċtaḋ danar gan áṫas,

D'á gcartaḋ, d'á gcréimeaḋ, d'á gcéasaḋ is d'á ngearraḋ,
D'á séideaḋ ṫar calaḋ 'n-a dtáintiḃ;
Is geallaim go réiḋfiḋ laoċ gan ainm
Gaċ péin agus cearna atá orainn.

Tosaċ mo ṡaoġail gan ḃréag do ċaiṫeas
Im' réic, is cuireaḋ ċum fáin mé;
Seal eile ag bréagaḋ béiṫe 's 'á meallaḋ
Le claon-ċuir cleasa na máine.
I gcaiṫeaṁ mo ṡaoġail go léir níor radaḋ liom
Scéal níos aite le háireaṁ
'Ná taisceala Ṡéarlais féin i ngradam
'S ag léir-scrios gallaiḃ as Clár Luirc.

---

## X.—CORMAC ÓG.

Fonn: "Táim-se im' ċodlaḋ, nó is fíor mo scéal."

Cois leasa ḋam sínte is mo smaointe ar mearḃal
Do ḋearcas ċuġam ainnir tré ḋairḃre im' néal
Go raiḃ carn-ḟolt scaoilte síos go talaṁ léi
Agus í ar seaċmall d'á ceaċlaḋ ó'n tsaoġal.
"An duine ṫu, a ṡiúr, de'n dtriúr do ċealg mé
Nó an tú Iunó, bean Iúpiter eagnaiḋe?"
"Ní dalta díoḃ súd d'á ndubrais ċeana me,
Aċt dlúiṫ-ṡearc Ċaroluis, Banba i mbaoġal."

Múscail, a Ċormaic ċurata ċróḋa;
Scaoil ár nglasa le lúṫ do ġéag;
Gléas go hobann ort clogad is clóca,
Claiḋeaṁ ċum díoġaltais is fuinneaṁ 'n-a ndéiḋ!

Do ġeóḃaiḋ tú féd' ḟliasta gan iarraiḋ, gan dearmad,
Gillín fé ṡrian is diallait airgid;
Fáċtar an fiaḋ 7 tugtar a ḃaile é,
Is gearrfam na beanna de'n ngalla-ṗoc ṁéiṫ.

Má's seana-ṗoc ruaḋ do ġluais ṫar fairrge é
Do ṫáinig ċum baile gan ṗaitean, gan réim,
Bainiḋ an ċluas de is ruagaiḋ a ḃaile é
Nó fágaiḋ a ṡaṁailt gan anfaiṫe i gcré.
Beiḋ binne-ċeól aḋairce le meiḋir i mBanbain;
Beiḋ gearraḋ na ngaḋar tré ċoilltiḃ Alban;
I mullaċ Ċnuic-síḋe beiḋ rinnce is baċaire,
Ag cur fáilte a ḃaile roiṁ ċara na gcléir.

Beiḋ ár gcléir go seasṁaċ talaṁaċ tóiceaċ
'S níor ṁisde leó Seóirse do ṫuitim le béim;
Beiḋ cor-ḃodaiġ torursṫa is tuilleaḋ aca dreóiġte
Is Cormac Óg i gCaiseal fé réim.
Beiḋ cogaḋ na nGaeḋeal cois taoḃ na fairrge,
Púdar is p'léir is réabaḋ airgṫe,
Gaċ sasaire tréan is faoḃar air ċum caismirte
Ag cur búr do ċodlaḋ is ní duḃaċ linn é.

Is dona ár sceól 's is brónaċ doilḃir
Le gainne go dealḃ ag treaḃaḋ na cré,
'S an sodalaċ Seóirse i gcóirse soilḃir
Is ceól d'á spreagaḋ ḋó i dtúir gaċ lae.
Tiocfaiḋ an Spáinneaċ go táirpeaċ aċṁuinneaċ,
Is cuirfiḋ an Francaċ sceannraḋ ar an Sasanaċ;
Ba binne liom súd 'ná diúgaḋ baraille.
Táim-se im' ċodlaḋ nó is fíor mo scéal.

## XI.—SÉARLUS GROIḊE.

Do ḃíos-sa maidin aerach
Ag-déanaṁ leanna i mbarr ċnuic,
Mo smaointe, 's me go déarach,
Ar ċlaonaḋ is ċreaċaḋ Ċláir Luirc:
Do ṡuiḋ lem' ais de ṡiolraḋ Ċais
An ḃrídeaċ ṁaiseaċ ṁánla;
Ba ċleasa saiġead a rinn-rosc glas
'S a gnaoi mar ṡneaċta ar ḃántaiḃ.

Ḃí a méara míona ar ṫéadaiḃ
Binne, ag seinnim dánta.
D'ḟiosruiġeas de'n ṡpéirḃean
Ṁaorḋa, ṁioċair, ṁnáṁail:
" Aiṫris uait féin dam
An tusa an ainnir Áinḃle
Do ċuir ċum fáin ár Séamus
Ár Régs agus a ċáirde?"

"Ní mise scar lem' céile
'Ná ṫréig mo ċara páirte
Ná ġaiḃ le galla-ṁéirleaċ
I n-ionad flaiṫ mo ċáirde.
Do ṡeasas dó le tréimse
Mar ġallóglaċ ar gárda.
Do ṫuit mo ċlann 'n-a gcéadṫaiḃ
Is d'ḟág 'san Sacsain cárnaḋ."

"A ṁaiġdean ṁilis ṁúinte,
Is duḃaċ liom cúis do ċráiḋte;
Is fuiġeaċ 's is fras mo ṡúile
Ar gcloistin rúin do ráiḋte."

Do laḃair sí go ciúin liom
  Is duḃairt i laoiṫiḃ séiṁe
"Tá cóir ag teaċt ṫar triúċ ċugainn
  Ċum réiḋteaċ ar ár ngéiḃeann."

"A ḃruinneal ḃeaċt na Fóḋla
  Is suiḋte cló 's is cáiḃneaċ,
Is milse liom do ġlór-sa
  Ná ceólta crot is cláirseaċ,
Do ḃréiṫre grinn is éaċt do ġníṁ
  Is scéala críċe is áirde.
Ar dtéaċt ṫar tuinn do Ṡéarlus ġroide
  Ġeóḃaiḋ céad is míle fáilte."

---

## XII.—An Caol-Druimeann Óg.

I moṫar ġlas coille tréim' néaltaiḃ,
  Roiṁ ṁúrcailt do Phéabus ċum seóil—
Ba ṁeiḋreaċ i gcrannaiḃ na héanlaiṫ
  Is mac-alla ag léir-ċanaḋ leó—
Do ḋearcas go haṫtuirseaċ bé ṁioċair,
  Innealta, ḟéiṁ, ḟultṁar, ḟóġaċ,
Ag tairteal an ġleanna 'n-a haonar
  Ag casaḋ a Caol-Druimeann Óg.

Ba ḃacallaċ camarsaċ péarlaċ
  A carn-ḟolt craoḃaċ 'n-a deóiḋ,
Go snaḋmannaċ sraṫannaċ dréimreaċ
  Ag tuitim 'na céiḃ léi go feór;
A braoiṫe mar ḟioda 's a héadan
  Gan teiṁeal is gan éalaing i gcló;
'S í ṫíos ar an inse ag aoḋaireaċt
  Gan suim aċt 'n-a Caol-Druimeann Óg.

Do ḋruideas 'n-a coinne go héascaiḋ,
'S ba ġeanaṁail géirseaċ an óg;
D'ḟiosras a turas is a héiseaċt
A hainm, a héileaṁ 's a cló.
"An fíor gur tu Muireann no Éiṫne
Diana nó Hélen na dtréon,
Nó Aoife ċuir draoiḋeaċt ar na héanlaiṫ
D'ḟág Cloinn Lir ar ṫréan-ṁuir 'n-a deóiḋ?"

"Ní haon aca ar éan-ċor d'ár ṁaoiḋis mé,
A ḟéiṁ-ḟile ġrinn oiniġ ċóir,
Aċt Éire ḃoċt ċéasta na Stíoḃart
Is éist liom go n-innseaḋ mo sceól:
Go mbeiḋ daor-ġruig an éiṫiġ 's an aiṁlis
D'á dtraoċaḋ 's d'á ndíbirt fa' ḃroġṁar,
Is na céadta beiḋ fém' ḃun fa' trínse
Ag réabaḋ na díge is d'á rómar."

"Tá Seóirse go breóite, 's a ṁuinntir,
'S a ċoróin air ní ṁaoiḋfear, ar ndóin;
Hanóḃer ní dóiġ liom gur díon do
'N-a cóṁgar go suiḋfeaḋ ċum próinn.
Beiḋ an Diúc of York múċta fé'n ngeiṁreaḋ
'S a ḃanntraċt, an ḃuiḋean bolg-ṁór.
Beiḋ an scuaine go buaḋarṫa d'á ḋruim sin
'S is buaḋaċ ḃeiḋ an Caol-Druimeann Óg."

"Gan amras beiḋ reaṁar-ċluig ar Ṡeóirse
Agus amgar d'á ċóċaḋ is dá ċlaoiḋe;
Beiḋ Franncaiġ i gcampa ċum cóṁraic
Agus caiṫfiḋ gaċ crón-ṗuic leó íoc.

Caiṫfear i gcarcar ceann-ḃodaiġ;
Fágfar gan cáin iad, gan ċíos;
'S an sagart i gceannas go cráiḃṫeaċ
Ag canaḋ gaċ tráṫ mar do ḃíoḋ.

"Beiḋ coḃlaċ ó'n bFrannċaċ ar ṫréan-ṁuir
'S is coḃsaċ sinn féin ag cur leó!
Beiḋ doġrainġ tar doḃarṫa le méaṫ-puic
D'á gcaiṫeaṁ ar aol-ḃrogaiḃ teó.
Beiḋ eagla an anfaiṫe ar béaraiḃ;
Tásc do gaċ éin-ḟear mo sceól
Gur gairid dúinn caṫ-ṁaor na hÉireann
'S a ṡláinte gaċ féile d'á hól."

## XIII.—Buaiḋ na nGaeḋeal.

Ar ḟonn tiúin fiaḋaiġ:
"**Hark away to the merry tout-horn;**
**Call the huntsmen all up in the morn.**"

Is duḃaċ liom an smúit seo ar Ġaeḋil
Gan súgraḋ, gan suġċas, gan scléip,
Aċt prúcaiġ gan ṁúineaḋ gan ṁéinn
I n-ár ndúṫċas is túirseaċ an scéal.
Cé ceannasaċ iad i n-ár mbailtiḃ le cian
Is flaṫa sé scamall gan aitеas gan ṁian
Do-ċífir-se, geallaim duit, sceiṁleaḋ ar na Gallaiḃ
D'á ndíbirt tar calaḋ i n-ainm an diaḃail.

Beiḋ Séarlus go séanṁar arís
Mar Ṡéasar ag éileaṁ a ríoġaċt,
Is na céadta le p'léar is le cloiḋeaṁ
Ag déanaṁ an laoċais go binn;

Beiḋ L——ċ 's a ḟluaġ agus an Rí P——b buan
Is buiḋean ṁear ó ċríċ Alban taoḃ leis go suairc;
Beiḋ saoiṫe na hÉireann le díoġaltas 'san spéirlinn
Is beiḋ sceiṁleaḋ ar an méaṫ-ṗoc ṫar tréan-ṁuir go luaṫ.

Scaoil ċuġainn scárdaċ de'n mbeóir;
Is cuiḃe dúinn a ṡláinte súd d'ól;
Is ríoḋaċ suġaċ sáṁ seal gan ḃrón
Go fíontaṁail fáilteaċ gan ġleó
Beiḋ Clanna na nGaeḋeal—is Gallaiḃ go faon
D'á leagaḋ, d'á dtreascairt, is d'á gcaismirt le faoḃar;
Beiḋ aoiḃneas is ceól againn, fíonta d'á n-ól againn
'S an Rí Ceart 'n-a ċoróin, agus Seóirse gan tréad.

---

## XIV.—AIṪRIĠE AN ĠEARALTAIĠ (A.D. 1762).

Fonn: "Caitlín Triall."

Scéiṫfead mo ċlaon-ḃearta déistineaċ' d'reóil
Do'n gcléir ċirt sin Ṗóil is beannuiġṫe cáil,
Mar do ġéilleas go haeraċ do ċraos agus d'ól,
Do ḟaoġaltaċt, do ṗóit is do ṁalluiġṫeaċt ġnáiṫ,
Mar ṡéanas-sa bréiṫre na Naoṁ is na nÓrd
Le léir-ġean do'n tsaoġal ċleasaċ ċlaon-ḃeartaċ ḃróin,
'S nár ḟéaċas mar céasaḋ dam Éan-Ṁac na hÓiġe
Le daor-ṗeannaid ṁóir ná tagann liom tráċt.

Ba ḟaoṫraċ mé ag bréagaḋ na spéir-ḃruinneal óg
Le sméideaḋ, le póig, le bladair is le páirt,
Is gaċ n-aon aca ġéilleaḋ dom' ḃréagaḋ is dom' ṁóid,
Ba ḋéaraċ 'n-a ḋeóiḋ sin is dob' aindeis é a gcáil;
'N-a ḋéiḋ sin mar ṡéanas an t-aon-ċreideaṁ cóir,
D'ḟúig mé-si i ngéiḃeann, i bpéin-ḃruid 's i mbrón,
Ag réabaḋ mo ċréaċta 's ag spréaċaḋ mo ḋeór
Ċum Éin-Ṁic na Glóire dom' ċaḃair óm' náṁaid.

Aċt le géilleaḋ dom' ċéile is d'á tréad-ṁuirir óig
Do ġléasfainn do'n Róiṁ agus as soin do'n Spáinn,
Do'n Éigipt, cé aosta mé, ḋéanfainn mo ród
Go daor-ċnoc an ḃróin sin, Calḃaire an Áir.
Do ṫréigfinn an saoġal is a ċlaon-raċmas smóil,
Do ġéillfinn-se d'éide is do léine de'n rón
Mar ċéasaḋ ar mo ċraos-ċorp do ḋaor mé go deóiḋ,
Muna bḟéaċa an Mac glórṁar ar m'anam i dtráṫ.

Do ṡéan Peadar naoṁṫa tu, a Éin-Ṁic na hÓiġe,
Is níor éiṁis 'n-a ḋeoiḋ sin air taiṫneaṁ is páirt;
'S an té ċuir an ġéir-ṡleaġ tréd' ṫaoḃ ġeal gan ċóir,
Níor ṡéadais gan ġlóire do ṫaḃairt 'n-a ḋáil;
'Nuair ġéill Magdaléna dod' naoṁ-ṫeagasc cóir
Ṫug saor-ġean do ṁéirdreaċt, do ċraos ⁊ d'ól,
Do ṡaorais led' ḋaondaċt an naoṁ-ḃean, dar ndóiġ,
Is céad peacaċ léi, agus an ḃean ó Ċanán.

Ní'l traoċaḋ ar do ḋaondaċt 'ná claoċnaḋ go deóiḋ;
Tá réim agus cóṁaċta is raċmas id' láiṁ;
Is sé mar do ṡaorais na céadta ro róṁam,
Saor me led' ġlóir agus taḃair dam páirt.

Gaċ géir-ċneaḋ is péin-ḃruid is céasaḋ 'gus gleó,
A Ḋé ġil, is méin leat do léir-ċur im' ċóṁair,
Réiḋfeaḋ lem' ré 'nois go séiṁ sultṁar soġaċ,
Is réiḋtiġ-se róṁam-sa go Caṫair na nGrás.

Ceangal.

Screadaim-se ar Íosa Críost 'gus ar Aṫair na nGrás,
Fuair peannaid ar srían-ċrois, sceiṁleaḋ, seaċmall is fán,
Go maiṫtear gaċ díomas, poimp, is malluiġṫeaċt gnáiṫ
Dom' anam gan teiṁeal ar dtiġeaċt do ġairm an báis.

## XV.—TRÉIṪE NA MAIĠDINE MUIRE.

Tá páirt nó roinnt de'n gCreideaṁ Sacsanaṁail Liútaránaċ so do ġlac mé (agus ní mar roġa) ná taiṫneann liom, agus 'sé sin gan impiḋe ar biṫ do ċur ċum Muire, Máṫair Críost, 'ná onóir, príṁléid 'ná úrnaiḋṫe ṫaispeáint di, agus dom' ḃaraṁail gur'b í Muire

Baintiġearna an Alla áluinn aoiḃinn ainglиḋe;
Bainríoġan na bflaiṫeas;
Crann soillse is criostal na Críostaiḋeaċta;
Diontóir na bfíor-lag;
Fairrge na daonaċta;
Grianán na Glóire;
Gile, greann is gárda na bfiréan;
Lonnraḋ is lóċrann lóġṁar na sféire;

Máṫair is Maiġdean Ṁíorḃuilteaċ na nAingeal ;
Péarla na glóire ;
Parrṫas na Tríonóide ;
Réaltan eólais gaċ seaċránaiġ ;
Teannta na lárán ;
Taca na ḃfann ;
Fuascailt na ḃfíor-easḃaiḋṫeaċ ;
Láṁ ċóra na lag ;
Ceannsuġaḋ na n-aċrannaċ ;
Bean réiḋtiġ na feirge ;
Idirṁíniġṫeóir na ngearánaċ ;
Sásaṁ an ḃreiṫiṁ ;
Teanga na mbalḃán ;
Ómós na ḃfaitċíosaċ ;
Suairceas na beannaiġṫeaċta ;
Seomra séad na suḃáilce ;
Tuile na ngrás, agus
Tonn Ċlíodna na Trócaire.

Dar ndóiġ, is ar aṫċuinge Ṁuire do rinne Críost an ċéad ṁíorḃuilt riaṁ, mar d'iompuiġ Sé an t-uisce ċum a ḃeiṫ 'n-a ḟíon, agus, d'á ḃríġ sin, guiḋim go díoġrasaċ óm' ċroiḋe gaċ Protestant do ḃeiṫ ar éin-ṁeoḋan i méinn, i dtuairim, i n-intinn agus i n-aigne le

Piaras Mac Gearailt,
Árd-Sirriam Leiṫe Moġa.

## XVI.—FREAGRA AR ṪOMÁS DE BARRA,

### i gCluain Meala.

A ḃí ag casaoid le Piaras de ḋeascaiḃ an file ḃeiṫ ag dul ċum teampuill.

A ċogair, a ċarad, 's a Ḃarraiġ is múinte méinn,
Is doiliḃ liom ceangal le Calḃin is Liútar claon,
Aċt golḟairt mo leanḃ, 's a gcreaċaḋ gan triúċ, gan tréad
Ṫug sroṫanna óm' ḋearcaiḃ 'n-a gcaisiḃ is túirlint déar.

Tá an donas le fada ar ċlannaiḃ na n-úr-scoṫ dtréan.
D'á stollaḋ, d'á stracaḋ, d'á ngreadaḋ is d'á mbruġaḋ go faon;
Muna stopfair-se, a Aṫair ġil, bearta na mbúr, is baoġal
Gur follus go gcaiṫfid gaċ seaḃac ḃeiṫ duḃaċ mar mé.

Mo ḋonas, mo ḋeacair, mo ḋanaid, mo ċuṁa, mo ċréaċt,
Mo scoilteaḋ ṫrém' scartaiḃ, mo ṗeannaid, mo ṗúir go haeiḃ,
Nár ṫoil liom mo leanḃ 's a maireann ḃeiṫ rúiġte i gcré
Seoċ cogaḋ do ṫarraint ar m'anam le dúil 'sa' tsaoġal.

Ná togair-se fearg id' aigne ċugam 'ná fraoċ,
'S gur'b osnaḋṫaċ ċaiṫim mo ḃeaṫa le cuṁaḋ 'gus péin;
Is dona ḋam fearg na ḃflaiṫeas, a rúin mo ċléiḃ,
'S mar ċosaint ar m'anam gur greadaḋ Mac múirneaċ Dé.

Ó's follus gur peacaċ me, treascarṫa i bplúid an tsaoġail,
Go coigilte, ceangailte, cealgaċ, túirseaċ, tréiṫ,
Golaim is screadaim ar ḃanaltrain ḃúiġ Ṁic Dé
M' osnaḋ do scaipeaḋ, 's me ṫarraint ó'n gcúrsa ċlaon.

Ó claonaḋ mo ċéadfaḋ go claoiḋte táir
Le géilleaḋ do ḟaoġaltaċt, do ċlainn 's do ċonáċ,
Braon beag ded' Naoṁṫaċt, a Ríġ na nGrás,
Léig orm, réiḋ liom, is feiḋil me óm' náṁaid.

Óm' náṁaid is ó ḋamaint an anma réiḋṫiġ me;
Sáruiġ t'aigne is masluiġ mo ċréaċta anois;
Gaċ crá, gaċ peannaid, gaċ anḟaiṫe péin is bruid
Go sásta geanamnaċ glacfad is géillfead-sa.

Géillfead dod' Naoṁ-ṫoil go sásta síoḋaċ,
Ó ṫréigeas go héadtrom do ṗáirt 's do ḋliġe;
Lem' ḟaoġal bead léanṁar le cráḃaḋ is caoi,
Fé ḋéar-ċnead, i ngéiḃinn, le grá do Ċríost.

CEANGAL.

Do ġoirtiġ mo ċreideaṁ me i n-eibir nár ċuiḃe ḋaṁ-sa
'S a ċosnaṁ im' ḟeilḃ ní ḟeicim gur níḋ córaċ;
Ó's follus a ḋeireaḋ gur meirg is mío-ċóṁṫrom,
M' osnaḋ do ḃeirim gan teireaḋ do 'n Ríġ ġlórṁar.

A ċumainn, smaoin mar ḃím-se im' ċeap i dteannta,
'S go dtuigṫear ḋíḃ, dar linn, gur fear me meallta.
Scuit is cíos is íoc is greadaḋ clampair
Ċuir na mílte ḋinn-ne ag teaċt ċum teampuill.

## XVII.—Ċum Diarmuid uí Airt.

Tar éis iompuiġṫe ḋó 'n-a ṁinistir ó ḃeiṫ 'n-a ṡagart,—an tríoṁaḋ lá ficeaḋ de ṁí Nodlag, 1774, 'seaḋ d'iompuiġ sé a ḋaṫ.

A Ḋéarmuid ! is duḃaċ liom gur iompuiġis do ċóta
'S gur ṫréigis na huġdair ba ṁúinte is gur ḋóiġis iad,
Ó ċlaonais le Liútar na drúise, ḃris pósaḋ,
Mar ġéilleaḋ do'n bprionnsa d'ḟág smúit ar na slóiġtiḃ.

I gCilliaiṫ a ḃíonn sé mar ċríon-ṁeaċ i gcrannaiḃ
'S d'ḟág sé cléir Íosa ag síor-ġol le mairg.
Ní sagart do ḃí 'gainn i ngníoṁarṫaiḃ 'ná i dteagasc
Aċt Iudás do ḋíolfaḋ ar fee ḃeag na flaiṫis.

Níor ċeangal a ṗósaḋ, is níor ḃ'ḟóġnaṁ a ḃaisteaḋ ;
Níor ṁaiṫ í a ċoṁairle, 's níor ḃ' eólaċ ċum aiṫears ;
Do ḃog sé an bóṫar, is cóireóġfar leabaiḋ
Ar imeallaiḃ teó ḋó, is ní dóċa go gcasfaiḋ.

Cad do ḋéanfair, a ḃrúdaiġ, 'nuair ḋúnfar do ḋearca,
'Nuair sínfear 'san uaiṁ ṫu go fuar lag gan capa,
— Gan pórta, gan fíonta, gan fíoḋaċ is gan ġradam,
'Ná cáirde do ġuiḋfeaḋ ċum Íosa leo' anam.

'Nuair ġlaoḋfar ar ṡliaḃ Sinn go dian-ṁoċ ar maidin,
Roinnfear annsúd linn go suġaċ nó le harad;
Osclóġaiḋ na huaṁna agus éireóġaiḋ na mairḃ,
Is ní dion duit do ġúna 'ná liútar mar ċaraid.

Maċtnuiġ is cuiṁniġ ar ġníoṁarṫaiḃ na nEaspal;
Faiġ léine de 'n ruainneaċ dod' ġuailniḃ cum caiṫte;
Déin troscaḋ na hAoine, 's ar Íosa iarr cabair,
Is féaċfaiḋ arís ort mar a dein Sé ar Peadar.

---

## XVIII.—Ar Ṁarḃaḋ Gaḃair a Ṫineóntaiḋe.

Cia ṫárla dealḃ sa' mbaile gan ċaḃair ar biṫ,
I gcoṁgar ġleanna, is do b'aindeis go leór mo ċruṫ,
Mo ḃanaltra a' screadaḋ, mar "Beiṫ boċt" ní ḃfuair istiġ,
Is gan deireaḋ le gainne an té ṁairḃ mo ġaḃar is d' iṫ!

A ċaora 'n-a haice ná factar an t-uan ag ruiṫ!
A bó ar maidin go ḃfaċtar i gcluais an ġuirt!
A ċapall, lá 'n Earraiġ, go ḃfaċtar lag suaiḋte fliuċ!
'S a leanḃ gan bainne um eadarṫa ag duanaireaċt!

An té ṁairḃ mo ġaḃar gurab boḋar a ḃean 's a ṗáiste!
Nár ḟágaiḋ na gaḃair aige annlann cuir ċabáiste!
'Nuair is goire dó cabair, nár ġaḃaiḋ a ċuid le ċéile!
Aċt mar ċuir na haḃann, lá raṁarta, 's gan foscaḋ ó'n ngaeṫ air!

A Ċonċuḃair Treó! sé ḋó go gcaillir do ṁeaḃair!
Id' ċloigeann gaċ ló go raiḃ ceól ag beaċaiḃ is creaḃair!
Tar éis seaca naoi n-órdlaċ fógraim tu ar Ḋroiċead an Doḃair!
Is gan ceairt ar do ḋróm aċt cóta de ċroiceann an ġaḃair!

Ar do leabaiḋ leaṫ-ḋreóiġte fógraim tu caiṫte id loḃar!
Ar uireasḃaiḋ lóin go seóiḋte seargṫa oḋar!
Minnseaċ leo' ṫaoḃ 's ar an dtaoḃ eile seana-ṗoc ramar!
Is do ċeann i rioċt pléascṫa ó ḃéiceaċ ġarg na ngaḃar!

---

## XIX.—AN BRANNDA.

Do ṫriall duine uasal áiriṫe uair ar cuairt ag fiosruġaḋ 7 ag féaċaint Ṁuirċeartaiġ Mic Eóin Uí Ṡúilioḃáin, riar ar fad go Béarra. D' ḟan ann ar feaḋ mí. Do ṫarraing Muirċeartaċ é le hiomad cúirtéise ċum mórán brannda dóiġte d'ól ṫar ceart, i gcás go raiḃ an duine uasal tinn, ag coimeád a leapṫa, d' éis éalóḋ ċum an ḃaile ḋó. Níor ċian i n-a ḋiaiḋ soin 'nuair do scríoḃ Muirċeartaċ litir ḋíoġrasaċ ċuige ċum dul ag caiṫeaṁ Sollaṁuin na Nodlag 'n-a ḟoċair 7 do ċuir an duine uasal scéal ċuige mar leanas:—

A ċara ḋil gur radas-sa ḋuit annsaċt dian,
Dearḃaim go raċainn-se cé fann mo rian,
Ḋod' ḟaicsint-se le carṫannas i n-am, gaċ bliaḋain,
Aċt le heagla mo ṫreascarṫa ag an mbrannda ṫiar.

Eascara an anama 7 naṁaid do Ḋia
Do leagas cuirp dá gcalma i ngaċ ball 'n-a mbiaḋ
Naṫair nim' náċ annaṁ ṫug mo ċeann gan ċiall
'S greadaḋ tinne scallaḋ me ag an mbrannda ṫiar.

Ní pacaireaċt 'ná anaḃruid 'ná clampar fiaċ
'Ná seascaireaċt sé ndeara ḋam, mo ċeann cé liaṫ,
'Ná feaċaint dul ṫar ġarḃ-ċnocaiḃ ramra liag,
Aċt le heagla mo ṫreascarṫa ag an mbrannda ṫiar.

Glacaiḋ-se lem' ṫeaċtaireaċt, 's is gann liom iad,
Dá ḟiċid bruinneal eala-ċnis deaġ-ṁeaḃraċ fial.
Ná tabair sil dom' ḃairrḟionnaiḃ le hannsaċt mian;
Ba ċaṫaċ liom a gcailleaṁaint leo' ḃrannda ṫiar.

Ceangal.

A ḟuairc-ḟir ġroiḋe 'n-ar ḃ' aoiḃinn greann is sult,
Ní fuaṫ ḋod' ṁnaoi 'ná 'od' ċlainn ṫug mall mo ḋul,
'Ná fuaṫ do'n tsliġe, cé coiṁiġṫeaċ ramar na cnuic,
Aċt fuaṫ mo ċroiḋe do ḃios do'n mbrannda 'gam.

---

## XX.—Piaras Mac Gearailt 7 Eóġan an Ṁéirín.

Do ṫuit meisce ró-ṁór ar Eoġan an Ṁéirín uair i gcuideaċtain an scríḃneóra, Piaras Mac Gearailt. Do ṫug sé iomad ancainte 7 ráḋṁaill easaonta do Ṗiaras 7 do ġaiḃ leitscéal leis, ar n-a ḃáireaċ, mar leanas:—

Eóġan.

A ṡaoi d'ḟuil éaċtaiġ ċeannasaiġ na nGearaltaċ
gan stánaḋ
Is de ṗríoṁ-scoṫ Paoraċ lanna-ġlic na ndragan
ċuṫaiġ árda,

Má ḃíos-sa aréir leat spaiḟinneaċ, le mearḃal mo ráiḋte,
An ḟíon do ḟéid im' aigne gaċ glaṁairneaċ d'á ndeárna.

FREAGRA ṖIARAIS.

A ḟaoi de ṗréaṁ-ḟuil Ċarrṫaiġ nár ċeaċarṫa 'san táḃairne,
An níḋ sin d' éiriġ eadrainn do ṁaiṫim duit gan ċáirde;
Síorḋaċt bléiṫe is radaireaċt ċuir mearḃal 'n-ár ráiḋtiḃ,
'S is fíor go ndéineann carrḃas carṫannas neaṁ-ċáirdeaċ.

---

## XXI.—An File 7 Aibigéal Brún.

Aibigéal Brún aduḃairt ná féadfainn-se
Ainm an Ṗrionnsa ṫaḃairt gan tréasan di;
Ceaṫair ar dtúis is dúbail aon annsoin
Is i dteangain na n-uġdar múinte glaoiḋ ar Luiċ.

4 + 2 = Sé : } Séamus.
"Luċ" i Laidin = "mus": }

Annsain, duḃairt Piaras:—

"Suiḋmís síos 7 bímís ag ól;
Líontar ċuġainn fíon is beóir;
'S an dtuigir, a ċroiḋe, nár ḃ' aoiḃinn sceól
Slioċt an ḟeill d'á gclaoiḋe 'san ngleó."

"Tréasan," arsa Aibigéal, aċt, ċum í do ḃréagnuġaḋ go dearḃṫa, d'aisṫriġ Piaras na focail láiṫreaċ:—

"Suiḋmís síos ⁊ bímís ag ól,
Líontar ċugainn fíon is beóir;
Doiġ 'n-a ċroiḋe ná hiosaḋ feóil
Saṫarn, Aoine, is gaċ lá ġeóḃaḋ."

## XXII.—D'Éamonn de Ḃál, ó Ḋún Guairne.

An t-am do ḃain Fréiniġ a ḃróga de ar ḃóṫar Baile Áṫa Cliaṫ.

PIARAS.

Is brón liom an sceón so do ġlacais, a Éamuinn,
Mar ċóbaċ gan ċróḋaċt, gan neart 'n-a ġéagaiḃ;
Ba ḋóiġ liom dom' ḋóṫċas gur ċeap le céad tu
'S gan do ḃróga d'á sceólaḋ 'n-a ġlaic ċum Fréiniġ.

ÉAMONN.

A óigfir, naċ fólṫa do ċanais ḃéarsa!
Ní dreóileaċt neaṁ-ċróḋa do ḃain dam féiniḋ,
Aċt rógaire ar ḃóṫar do ġread le p'léir me,
'S nár ṁó leis sin feóirlinn 'ná anam Éamuinn?"

## XXIII.—Baile Uí Ċoitín.

Tar éis carta do ṫeaċtaire Piarais ó Ḃaile Uí Ċoitín gan éin-iasc aige, Lá Carġais, adubairt an file mar leanas:—

Baile Uí Ċoitín gann!
Ná téiriġ gan do ḋinnéar ann!
Baile beag briste,
Tóin le huisce,
Agus mná gan tuiscint ann!

Gaoṫ a dtuaiḋ, fuaċt is dian-ġála
D'ḃur mbualaḋ anuas mar luaċ sgríoċála!
Le bráiṫriḃ muara, buafa 's piocárda
Go raiḃ líonta suas go bruaċ ḃur líontána!

## XXIV.—AOR AR ṖIARAS.

Duḃairt malluiġṫeoir éigin leis an nGearaltaċ, mar leanas:

"A Ṗiarais, a ġliaḋaire ba ḟanntaċ meóin,
Ag riaraḋ gaċ ciaḃ-ḃruinneal ṁoḋaṁail tais óg,
Níor ḟiadais gan riaraḋ le cam go hóg
'S a' di-diaḃal duit ó ṫriallais ċum teampuill leo."

## XXV.—INĠEAN UÍ ĠEARAILT.

Ráinig morán uaisle ar fleiḋ, uair, i dtiġ na nGearaltaċ i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ, 7 ṫeastuiġ ó Ṗiaras iongnaḋ a ċur orṫa. Ḃí an t-aṁrán so "Inġean Uí Ġearailt" scríoḃṫa aige roiṁ ré 7 é múinte aige d'á aoḋaire bó, Doṁnall na Buile. I gceann scaṫaiṁ do glaoḋaḋ isteaċ ar Ḋoṁnall os coṁair na buiḋne ċum go n-abróġaḋ sé ḋóiḃ "aṁrán d'á ḋéantús féin." Gan éan-gó ḃí iongnaḋ an-ṁór orṫa go ḃféadfaḋ leaṫ-amadán a leiṫéid sin d'aṁrán ḃreaġ do ċeapaḋ, 7 tá a lán daoine fós ná tuigeann an scéal, mar leanann ainm Ḋoṁnaill na Buile mar uġdar leis an aṁrán go dtí an lá indiu.

Tá lile gan scamall d'ḟuil Ġearailt na sáir-ḟear
'S is soineannda a teastas ag fáiḋiḃ eóil;

Ní ḟeicim a saṁailt ag cairteal na sráide
I n-inneallaċt ṗearsan, i gcáil is i gcló.
Gráḋ na rún í an ṁúirnín ṁascalaċ!
Bláṫ na n-uḃall í i dtúis an tsaṁraiḋ!
Lúibín laċanta, eala an ċuirp ḃáin
An ḟinne-ḃean ḟada-ċroiḃ áluinn óg!

Is mogallaċ muireasaċ uilleannaċ ámraċ
Coċallaċ cluṫṁar ag fás go feór
A carn-ḟolt cruipinneaċ fionna-ġeal fáinneaċ
Cnotaċ, ag tuitim go bárr a bróg,
Go trinnseaċ táclaċ tláiṫ tiuġ taiṫneaṁaċ,
Cíorṫa cárnaċ cáblaċ camarsaċ,
Bíseaċ barra-ḃog baċallaċ bláiṫ,
Dlaoiṫeaċ drolaċ is a scáil mar ór.

Bíonn Cupid 'n-a haice go caḃraċ gárdaċ,
Ag caiṫeaṁ a ġaṫa le feidm gaċ ló.
Is follus 'n-a leacain ag cairmirt go báiḋeaċ
Lonnraḋ an tsneaċta le scáil an róis.
A rinn-rosc réiḋ-ġlas péarlaċ geaṁraċ;
A braoiṫe caola ar éadan leanḃaċ;
A cruinn-ċíoċ ċeart is geanmnaiḋe 'ġnáṫ
'Sí gile an ċuim ċailce nár láṁuiġeaḋ fós.

Is binne guṫ gearr-ġuib an ḃalsam-ḃuig ṁánla
'Ná ainnir Ċanáin i sáiṁeaċt ceóil,
Ag seinm ċirt Ġall-ṗuirt, ceapaḋ na ndáiṁe,
An ḟuireann do ṫeagaisc an ċláirseaċ dóiḃ.
Faoileann ṁaorḋa ḃéasaċ ḃanaṁail,
Naoiḋeanda ṫréiṫeaċ déarcaċ ġeanaṁail;
Milis-ḃean urramaċ ṁioċair gan ċáim—
Is d'ḟeartaiḃ a cumainn tá táin gan treóir.

Is mustar di a haṫair go haċṁuinneaċ fáiḋ-ġlic
Duineanta dragánta i mbeárnain ġleó,
'S is tuilleaḋ d'á maiṫeas a ceangal le Seaġán dil,
Curaḋ nár ḃ'aindeis i dtáḃairne an óil.
A máṫair úir-ċéiḃ ċiúin ċaoṁ ċarṫannaċ
Ṫug Sirriam Condae is túrnae Laideanda
Ċuġainn, is marcra ċalma ċáiḋ,
Ċum seasaiṁ na spairnne i ngárda an tslóiġ.

Dá dtagaḋ fear forursa fonnṁar feáḋḃa
Cumasaċ neartṁar fé lán an treóil,
Fionn-ḟlaiṫ sonais do ġlacfaḋ go gráḋṁar
I ndliġe na hEaglaise an ḃáin-ċnis ṁoḋṁail.
'Sí Lucy ġléigeal ḟéiṁ Ní Ġearailt í;
Ó ċrú na nGréagaċ dtréiṫeaċ d'eascair sí,
Seang-ḃean ṁaiseaċ na labarṫa sáṁ
Fuair buaiḋ ⁊ beannaċta dáṁ go deóiḋ.

## XXVI.—SQUIRE GEAL FREEMAN.

Fáilte, a ṗréiṁ de ḃláṫ na gcraoḃ, i dtráṫ go hÉirinn aoiḃinn;
Fáilte, a scéiṁ atá gan ḃéim, mar ġnáṫ-ġnaoi déiṫe ċítear;
Fáilte, a ċléiriġ dáiṁe is éigse,—fuair ó ḃéiṫiḃ ḟíor-ġean;
Fáilte is céad, le páirt uaim féin, dó'n sáir-ḟear Squire geal Freeman.
Flaiṫ gan ġruaim do b'ḟearra cáil
Fuair barr is buaiḋ i measc gaċ dáil
I ngradam uasal sona sáṁ
Is i bfás do ċruaḋuiġ mo laoċ mear.

An t-am do baisteaḋ é 'n-a leanḃ, raḋaḋ gaisce claiḋiṁ ḋó,
Bronnaḋ maise, truaġ is taise, is cruaḋas i n-aġaiḋ an naiṁid ḋó;
Tug Bacchus fíon do, is fleaḋ, is scaoil é, go rial i measc na saoiṫe
'S Neptiún éaċtaċ ṫug do caol-ḃarc ar ṫonnaiḃ tréana taoide.

Do fuair ó Ḃénus féin níos mó
Áilneaċt tréiṫe méinn is cló;
Dá ḃreaġṫaċt bé i nÉirinn ṁóir
Go ngráḋfaḋ é le díogras.

Is cásṁar rinn gan spás sé ċíos, go cráiḋte claoiḋte ciúin boċt,
Gan dán, gan píb, gan tráġaḋ na diġe, go ndeárnais tír go súgaċ;
Ó ṫárla arís ṫar sáile an saoi, ráib d'ḟuil ġroiḋe na n-úr-ḟlaiṫ,
Sin gárṫa 's:teinte ċnáṁ, is fíonta 'á dtál feaḋ mí 'san dúṫaiġ.

An curaḋ le sealad de síor atá
Óg is sean ag guiḋe de ġnáṫ
Le cóṁaċtaiḃ éaċtaċ' Dé 's a ġráḋ
É ċosnaṁ saor ón' aiṁleas.

Is dlúiṫ i ngaol dó na ruiriġ is tréine, is fuiris léiġeaṁ 'n-a ġnúis ḋil
Gur fáisceaḋ é ar árd-ḟuil laoċ, ba ġnáṫ i réim i Lúndain;

Árd-ḟuil Carey ċráḋuiġ na laoċra, Barraiġ, Paoraiġ, Búrcaiġ,
'S na táinte laoċ do ṫriall ó'n nGréiġ lé'r cuireaḋ an Troe fé ċuṁangair
Ríġṫe ceart de ċeannas Laiġean
Faoiteaċ, Crosby, Hazzard, Synan,
Siúd iad sinsear sleaċta is deiṁin
An táin ó'r ṡíolruiġ an laoċ mear.

---

## XXVII.—MÁIRE PAOR.

(MÁṪAIR ṖIARAIS.)

Ag taisteal dam lá, 's me ar fán im' aonar
Cois na Siúire, srúil na méiṫ-ḃreac,
Do ḋearcas lem' ṫaoiḃ an tríḋe-ḃean ṁaorḋa
Fé ḋair ċuṁra i nduḃ-ċneaḋ traoċta.

Fé ḋéin na bruinnile ḋruideas go héascaiḋ.
D'réir mo ṁeaḃraċ do laḃras léiṫe:
"Cá tír nó ainm duit, innis gan bréag dam,
Nó cad fáṫ do ġárṫa, a réilṫeann?"

Ar sise: "A ḋuine, cár hoileaḋ tu ar éan-ċor—
I gcuasán coille nó ar imeall an tsléiḃe 'muiġ.
An le seaċmall atáir ar fán ód' ġaoltaiḃ
Fé ndeara naċ feasaċ duit m'anacar saoġalta?"

"Ó! an tu Máire ċáiḋ na céille,
Máṫair Ṗiarais, triaṫ na féile,
Ó Ċnoc a' Leaṫra na bflaṫa mbéasaċ,
Do b'uaisle cáil i ndáiliḃ Déiseaċ?"

"Id' ċistin ar croċaḋ ḃíoḋ borraḋ-ṁairt méiṫe;
Id' ṗroinn-teaċ measaim dob' ḟairsing do ṫréiṫe
Ag riaraḋ bíḋ ⁊ diġe gaċ féile,
'S níor ġann do'n tseang aċt 'Lán na héille.'

"Id' halla do ċinn-se gasraḋ gléigeal,
Ḃláṫ do ċuim-se, a ríoġan aoḃḋa;
Fir ⁊ mná ḋuit gaċ lá ag géilleaḋ,
Cé fada sé leacaiḃ dóiḃ scarṫa ó ċéile."

A Ríġ na sine, na cruinne 's na réalta,
Tóg-se an ṁáṫair, a clann 's a céile,
Máire 's a cáirde de ṗlúr-scoṫ Paoraċ
Go dídean Ṗarrṫais is aingil d'á n-aoḋaireaċt.

---

## XXVIII.—Ar Ḃás Ṁuiris de nGeárd. 1743.

O tollaḋ na treóin ba ċróḋa riaraḋ caṫ,
Conall is Eoġan is Ólum, Brian 's a ṁac,
Níor goineaḋ ṫar sóir sinn, Fódla 'n-a ndiaiḋ níor ṁeaṫ
Gur coigileaḋ seóiḋte i nEóċaill triaṫ na bflaiṫ.

Flaiṫ aċṁuinneaċ an dragan dil ba ċróḋa croiḋe;
Flaiṫ ṁeacanta ba ṫapa mear i ngleó na gcloiḋeaṁ;
Flaiṫ ṁearḋa mar Aicil ṫoir i gcoṁrac Traoi;
Is creaċ ḋanaiḋeaċ é sé ġarḃ-lic ag dreóġ' 'sa ċill.

'Sa' ċill ó cuireaḋ mo ċuraḋ nár ḃaoṫ a ċáil,
Míleaḋ muirinneaċ cumasaċ tréan an stáit;
Is síor-lag cumas na druinge seo ag téaċt ṫar sail,
Ó claoiḋeaḋ gan fuinneaṁ an bile, mo Ṡéasar sáṁ.

Ba sáṁ, ba séiṁ, an laoċ nár stán i ngliaḋ,
Fáilteaċ féastaċ faoḃraċ rábaċ fial.
Do b'ḟearrde an ċléir go héag, dá mb'áil le Dia
Gur lán a ṡaoġal cum téaċt i n-áireaṁ bliaḋan.

Bliaḋanta fada níor ceapaḋ ar an saoġal so ḋuit,
A ṫriaṫ nár ṁeaṫta cum airm do ṫraoċaḋ i ḃfuil.
Ba ṁian mar ġaisce leat danair a raobaḋ i gcuirp;
Cian nár ġreadais an cealgaire caoċ do ruisc.

Do rosc níor ċlaon ag déanaṁ aṁairc go saṁ,
Soċma dil séiṁ ag réiḋteaċ ceasta na ndáṁ.
Do ḃoċtaiḃ Dé tu is léan is d' Eaglais ċáiḋ—
Fé ċloċaiḃ i gcré mo laoċ gan ċealg gan ċáim!

Cáim 'ná cruaḋas níor ḋual dó'n ḃfaraire ḟéiṁ,
Plás 'ná buaiḋirt ní ċualaiḋ neaċ ó n-a ḃéal;
Rábaire suairc do b'uaisle d' ḟearaiḃ na nGaeḋeal,
Mo ċráḋ gur cruaḋtan duairc tu marḃ i gcré.

I gcré-ċuilt mo léan tu, a ṁarcaiġ na srian
Id' aonar ag daolaiḃ ad' ġearraḋ mar ḃiaḋ.
Ar Éirinn do ṫréan-ċuiris danaid is pian,
Is béiṫe go déarac i leasaiḃ id' ḋiaiḋ.

Id' ḋiaiḋ-se go diaċraċ le danaid is péin,
A ġliaḋaire do riaḋraḋ ár nglasa gan ḃéim,
Beiḋ ciaḃa d'á stiallaḋ 7 dearca gan ḃraon
'S ní cian ḃeiḋ a ċiall ag cantaire téad.

Téad 'ná tiúin le ponn ní ċantar go soċma,
Ó d'éag an stiúirṫeaċ d'ḟúigseaḋ danair go doilḃ.
Léir-ċreaċ duḃṫa i gcuṁangraċ daingean fé ċloċa
Is éigse rúntaċ múinte flaṫa 7 ollaiṁ.

Ollaiṁ id' ḋeóiḋ gan treóir, gan ċiall le seal,
Gan ċoṫrom, gan ċóir, gan tóir ar fiaḋaċ mar ċleaċt,
Aċt golfairt is deóir is brón le pian go beaċt,
O ṫollaḋ na treóin ba ċróḋa riarfaḋ caṫ.

CEANGAL.

A Ṁic Ṁuire na ngeal-láṁ ġlac páis, daor is puḋair
Ċum ar ġeineaḋ ó Aḋáṁ do ṡábáil, féaċ go huṁal;
Beir ċuġat gan ró-spás dólás Éireann iúil,
Muiris Mac Tomáis de nGeárd séiṁ id' ċúil.

FEARTLAOI.

A leac fuair an mac suairc mar ċéile clúṁail,
Baḋ ċeart uaill ar feaḋ tuaṫa is géim go búċ
Mar ċeap duaircis gan suaiṁneas éada is puḋair
Ar ṡuaḋaiḃ, ar uaisliḃ is ar béiṫiḃ Ṁuṁan.

---

## XXIX.—MARḂ-ĊAOINE.

Ar ḃás Ṡeaġáin Paor Ċlaise Móire, d'éag an treas lá de ṁí Iúil, 'san mbliaḋain d'aois ár dTiġearna 1754.

Lá 's me ar ṁaoilinn árd-ċnuic aoiḃinn
Ársa binndeal éadaine
I dtoirċim suain, i mbrollaċ cuain
'S me torċarṫa im' ṫruaill im' aonar ann:
Do ċuala láiṁ liom uaille gárṫa,
'S cruaḋ-ġol cásṁar, déar-ṡilte,
Ag drong de ḃábaiḃ ámra áilne,
Ba ċanntlaċ, cráiḋte, créaċt-ṡnuiḋte,

Is iad go brónaċ, diaċraċ, deóraċ,
Pianṁar, sceónṁar, géar-ġoṫaċ,
Ag réabaḋ a gcuaċ, ag éiġeaṁ 's ag uallfairt,
Go traoċta, gruaiḋ-ḟliuċ, déaluiġṫeaċ.
Do ḃíoḋgas suas le sceiṁleaḋ is buaiḋirt
Is fíor gur suarach d'ḟéaċas-sa,
'S ba léir dam eatorṫa réilteán ṫaiṫneaṁaċ
Go tréan ag greadaḋ a haol-ċroḃa,
A glinn-ruisc ṗéarlaċ' líonta 'ḋéaraiḃ,
A croiḋe 's a hae d'á léir-ḃriseaḋ,
Agus d'ḟéaċ sí dúḃaċ, boċt, cnaoiḋte, túirseaċ,
Líonta ḋe smúit is ḋe ġéillsine;
Do b'ars úr an eala ċúṁra,
Ainnir ṁúinte, ṫaoḃ-leaḃair,
'S do ḃrosduiġ sí ag greadaḋ saiġead
Isteaċ im' ċroiḋe go héigineaċ!
A ṁánla ḃúċ 's a ḃláiṫ na dtriúċ!
Fáṫ do ċuṁaiḋ 's do ḋéara guirt
Aiṫris daṁ-sa, a ċaoṁṫaiġ ċróḋa
Is cailce cló gan ḃéim ar biṫ."
Do ráiḋ an ríġ-ḃean ċráiḃṫeaċ ċaoin
Go cráiḋte cíorrḃaċ créimeannaċ—
"A ḟir ċanas laoiṫe, is leaṁ an níḋ
Náċ fios duit bríġ mo ḋéara-sa!
Cia fada ar fán me, ag danair ṫáire,
A seana-áitreaḃ Éiḃire,
'S mise ḋom' ruagaḋ le tréine 's nuaiḋ-reaċt
'S Gaeḋil go buaḋarṫa am' éileaṁ ann,
Níor feallaḋ riaṁ me, níor greadaḋ dian me,
Níor ceapaḋ pian go daor ionnam,
Gur leagaḋ Lóċrann is ceap na Fóḋla
An seaḃac cóḋnaċ réalṫannaċ.

Creaċ na críċe, creaċ na tíre,
Creaċ is sceiṁleaḋ Ḋéireaċa;
Creaċ is gleó na bflaṫa cróḋa
Creaċaḋ 's brón i bPaoraċaiḃ !
Creaċ na maiġdean maiseaċ meaḋraċ,
Greanta greiḋeanda déid-ġeala;
Creaċ na n-uasal—táid go buaḋarṫa—
Do ċanaḋ duanta 's caoiṁ-ranna !—
A ḟir ċanas dréaċt, seo an ċreaċ lé'r ṫréig
Mo ċreat, mo ġné, agus m' éiseaċt me :
Tá crú na leógan lonnraċ lóġṁar,
Trúpaċ treóraċ traoċta anois ! "
" Aṫġoirim tú, a ḃáinseaċ ḃúċ,
Do ġreaḋ go dlúiṫ, is do ġéar-ġoin me :
Síṫiġ liom, a ríoġan ċiúin,
Is bríġ mo rúin-se léigsead riot.
Ar ṗreabaḋ suas dam as mo ṡuan
Is ar gcloistin fuaim do ġéar-ġoṫa,
Is taparaiḋ ċuiṁneas, is obann do smaoineas
Gur leagaḋ príoṁ-ḟlaiṫ Ḋéireaċa,
'Nuair a ḋoirċiġ grian, gan solas, gan rian,
Agus sroṫa go dian ag géiminiġ,
Gur ṫar cóir do ḃrúċt an ḃóċna 's drúċt
'S gur ċiúin gan ceól na héin ḃinne.
Do ṁúċ an rae go dúḃaċ gan ġné
'S ní lonnraċ glé na réilteanna,
Aċt scamaill is smúit do leaṫnuiġ ċuġainn
Ó leagaḋ 'san úir an tréan-ċuraḋ :
Ráib na féile, ráib na féiṁe,
Ráib le daondaċt, saor-ḃreaṫaċ;
Buinneán buacaċ sultṁar suaḋa,
'S i gcaḃair na dtruaġ dob' éigneaċ.

Searc na cléire, searc na mbéiṫe,
Searc na gCaesars ngléigeal tu;
Searc na ríoġ-ḃan maiseaċ mionla
'S na ḃflaṫa ḃfíontaċ ḃféastaċ tu;
Dragan cungantaċ fairsing flúirseaċ
Scaipṫeaċ súgaċ séan-ċodaḋ;
D'ḟág i mbrón gaċ stáid-ḟear cróḋa
'S ráib d'ḟuil óirḋeirc Ḋéireaċa.
Ba ġeal an raḋarc an seaḃac soilseaċ,
Ar eaċ ba ṁeaḋraċ léim is riṫ:
Le sluaiġṫiḃ laoċraḋ uasal éaċtaċ,
Ar ġualainn sléiḃe slaod-ḋuilleaċ.
Ba ḃinn é glaoḋaċ a ṁilis-ḃéil,
Ar gcloistin béic na ḃfaol-ċona
I ndiaiḋ an ċaol-ṗuic, riansaċ saoṫraċ
'S triaṫa Ṗaoraċ ġéilleaḋ ḋó.
Is duḃaċ atá gaċ cúilḟionn ċáiḋ
Agus úr-ġas láidir léiġeannta, anois
Ó sínead tú—mo ċreaċ!—'san úir,
Go dearḃ dúnta i nuaiḋ-ċriṫir.
Is iomḋa iarla, flaiṫ is tiġearna
Agus bile ciallṁar, séim-ċeannaċ
I ndeóiḋ do ḃáis go brónaċ tláiṫ
Go deóraċ, tráiġte, taom-ḋearcaċ.
Is iomḋa saoi glan rúntaċ groiḋe
Agus cúilḟionn ṁionla ḋéid-ṁilis,
Dragan deónaċ caḃartaċ cóṁaċtaċ
'Gus sáir-ḟear dóiġte ad' ḋéiḋ-se anois.
Is iomḋa páirte ba súgraċ sásta
Ó dúnaḋ t'áitreaḃ néaṁaraċ
Is creaċta atá ó scuir do láṁa
Ó scaipeaḋ aráin le féile orta.

Do scaraḋ suairceas le Clais Ṁuair,
Do scaraḋ duain is dréacht ṁilis;
Do scaraḋ saoiṫe, do scaraḋ laoiḋṫe,
Do scaraḋ aoiḃneas saoġalta anois
Ó leag an bás an scuiḃéar rábaċ,
Fial, fliuċ, fáilteaċ, faoḃaraċ,
Tá screadaḋ is gárṫa ag flaṫaiḃ ársa
Ó Ċaiseal ċáiḋ go Béarra indiu,
Ó d'imṫiġ ár n-úġdar grinn, mo ċúṁa!
Ba ċaoine plúr i bPaoraċaiḃ!
Do ḃéarfainn cuntas ar a ċrú-ṡlioċt,
'S ar a ṁéinn ba lonnraċ, éifeaċtaċ:
Tá fios ag diúiciḃ is ag prionnsaiḃ—
Tá tré ḋúiṫċiḃ Éiḃir fios,
Gur scaġaḋ a ċrú tré ṫreaḃaiḃ i gclú
Do b'arġḋa rúireaċ réilteannaċ.
Is fíor gur scaġaḋ 'n-a ċaoṁ-ḟuil ċalma
Rí-niaḋ Ċaisil na saor-ríġṫe,
'S do'n Diúic Builtéar ba ḋlúiṫ a ġaol,
Túr gan éalaing préaṁuiġṫe,
An tIarla Déiseaċ, 's an tIarlá Paoraċ
An tIarla i gcéim ba ḋéarṁaire,
Do ṡreaḃaḋ a ċrú go dearḃ i mbrú
Le marcaiġ gan cuar gan ċlaon ionnta.
Tá uċ is cruaḋ-ġol ag Loċ Luaċra,
Toċt is buaḋairt id' éagmuis-se;
Tá clann Ċraiṫ ċóṁaċtaċ ag caoi go brónaċ,
Níḋ náċ tóiġṫe d'aon orṫa;
Tá Cill Ḃéiṫne líonta le déine,
Ó ċualaiḋ scéal gur éagais-se
'S do ġaolta dlúiṫ, a Ṗaoraiġ úir,
Le ċéile ag luaḋ do ṫréiṫe fir.

Ba ċúirt aolḋa uasal aeraċ
Bruġ gaċ séiṁ-ḟir do ġlaoḋfaḋ ann,
Do ḋún gur traoċaḋ 's gur cuireaḋ ar téarḃaḋ
An bile ba ṫréine i nDéiseaċaiḃ.
Tá Sliaḃ gCua 'n-a ṡliaḃ gan duan
'N-a ṡliaḃ gan fuaim 'ná dréaċt anois,
Ó leagaḋ i gcriaiḋ an faraire fial,
An galaċ ba ġrianda i nÉirinn ġil.
Ba ḋian an marcaċ tu i ndiaiḋ an treana-ṗuic
Ar Ṡliaḃ na mḃairrḟionn-mḃan aol-ċnise,
Agus garraḋ cróḋa i n-aice mo leóġain
Ag leanaṁain ceóil na ḃfaol-ċona.
Is súġte tirim atá 'n tSiúir 's an tSionainn
I n-úir ó cuireaḋ an tréan-ċuraḋ;
Tá 'n Ḃriġid 's an Ḃearḃa líonta le caṫuġaḋ
'S ag bíoḋgaḋ lé fad-ċuṁaḋ ḋod' éileaṁ-sa!
Ba ṁinic ṫu ag fiaḋaċ cois Ḃrice na ḃfiann
Le fuirinn de ṫriaṫaiḃ 's laoċaraiḋ,
I ndeóiḋ an trionnaiġ, go ceólṁar cumasaċ,
Óirḋeirc, crioscalaċ, faoḃaraċ.
Ba ṁinic ar t'éileaṁ bruinneala is béiṫe
Gile-ċnis, maorḋa, léiġeannta, glic,
'S tusa go fonnṁar, fáilteaċ, foraireaċ,
Id' ḋún le tláċt d'á mbréagaḋ-san.

Do-ġeaċtaoi suairceas i gClais Muair
Fastuím, fuaim, is faol-ċoin,
Ól is aoiḃneas, feóil is fíonta
'S ceól gaċ oiḋċe ar ċaoṁ-ċruit.
Ba ṁinic nár ḃ'ḟann tu ar imirt na lann,
Mar ċuraḋ go teann le Caesar,

'S ba ċóiṁṗeaċ, calma, córaċ, araid ṫu,
Mar leóġan le Gallaiḃ ċum éirliġ.
Is brónaċ lem' ċroiḋe, a ċóraḋaiġ ġroiḋe,
Nár ḋeónuiġ Críost faid saoġail duit
Go tiġeaċt ṫar calaḋ d' ár dtriaṫ 's a ġarraḋ
Fianda feargaċ faoḃraċ.
Ba ṁinic do ṡláinte ag fuirniḃ feáḋmaċ
Agus mise le cáċ dá taoscaḋ ann
Id' ḋún-sa, a ċuraḋ, go súgaċ sona,
A ġustalaiġ ċurata Ṗaoraiġ.
Ní hiongnaḋ saoiṫe is suaḋa gan ḃríġ,
O leagaḋ i gcill go tréiṫ ṫu,
A ċoḃṫaiġ ċosanta, oiniġ, oirḋeirc,
Gríoḃ agus posta na nDéiseaċ:
Cois Sionann na dtonn agus Life na long
Tá sosma 'gus glam id' ḋéiḋ-se,
Ó ċríoċaiḃ Ulaḋ go críoċaiḃ Ċonnaċt,
An tír 'n-ar rugaḋ do ċéile,
Cáit an ḃrollaiġ ġil, ḟáilteaċ ḟoirtileaċ,
Bláṫ agus solas na mbéiṫe
Réaltaċ, ríoġḋa, ṁaorḋa, ṁíonla
Ṡéiṁ, gan ṗuimp gan ḃaoṫ-ċlis.
Coigilte i dtuamba id' ḟoċair, mo nuar!
Ṫug orna 'gus buaiḋirt is déara guirt,
Brón gan scaoileaḋ is ceó gan aoiḃneas
Ar óg 's ar ċríonna i nDéiseaċaiḃ,
Fá ndeara ḋod' ċlann a ḃeiṫ scamallaċ fann,
Gan aiteas, gan greann, 'ḃur n-éagmuis;
'S tá flaṫa na Muṁan gan dearmad ciúin
Gan ranna, gan tiúin, id' ḋéiḋ-se.
Do b' aiṫreaċ cúṁaċ tu ag aitċe go huṁal
Ar Aṫair na nDúl is na daondaċta

Go nglacaḋ gan spás tu go Caṫair na ngrás,
Tar éis maiṫiṁ do ġnásaiḃ éadtroma.
Le claon na tola 'ná aeraiḋeaċt eile,
Níor ṫréigis an tAifreann naoṁṫa;
Ba roġa go fada leat Ríoġaċt na bFlaiṫeas
'Ná greann agus tairḃe an tsaoġail seo.
A Ṫiġearna Íosa! ó ḃrón an tsaoiġil seo
Ó ṫreórais príoṁ-stoċ Ṗaoraċa
Go tír na n-aspal, na naoṁ 's na n-aingeal,
Deónaiḋ a anam do ṡaoraḋ leat!
Stiúruiġ a anam go Ríoġaċt na bFlaiṫeas,
A Ċríost do ċeannuiġ go daor sinn!
'S a ṁaiġdean ṫaiṫneaṁaċ, ċráiḃteaċ, ċarṫannaċ
Tóg féd' ṫearmainn féin é!

## FEART-LAOIḊ.

Mo ċreaċ, mo nuar, mo ḃuaiḋirt lem' ṡaoġal arís,
Mo scread gan ċluain, mo ṡuairc-ḟear craoḃaċ groiḋe
I gClaise Ṁuair i dtuamba, tréiṫ gan ḃríġ,
Flaiṫ gan ġruaim dob' uaisle méinn is gníoṁ.

Gníoṁ doilḃir caoi poibleaċ, is lán-ċreaċ Ġaeḋeal
Gríoḃ oirḋeirc, ríoġ-ċosantaċ, gan tlás le tréan,
Taoi torċarṫa—is fíor-ġoiniḋeaċ le tráċt an scéal,
Príoṁ Lonnarḋa, groiḋe, gorm-ḋearc, Seaġán geal Paor.

Sin eadraiḃ sceól mar nóḋaċt 's ní fáilteaċ é,
Gur marḃ, mo ḃrón! an leóġan do b'áilne scéiṁ
Ba laiḋionda, lóġṁar,—lóċrann dáiṁe is cléir
Fé ndeara ḋam deóra móra ṫráġaḋ, mo ċréaċt.

Mo ċréaċt is m'osnaḋ go doilḃ, mo ċás, mo ċneaḋ!
Craoḃ is cosnaṁ na bpoibleaċ, tláiṫ gan ṗreab;
Tá séan is sonas féd' ċumas go bráṫ, a leac!
An Paoraċ brollaiġ-ġeal coigilte id' ṗáirt, mo ċreaċ!

---

## XXX.

## Fóġairm an Ṁóránaiġ.

**Leaṫ Moġa** } **Maille re Piaras Mac Gearailt**, aon d'Órd Ollaṁanta na hÁird-Leiṫe réaṁ-ráiḋte ċum Uilliaim Uí Ṁóráin, Scol-oide ar Ṡliaḃ gCua, i gCondae Portláirge.

**Ag seo** ċugat i n-ainm an Úird, dá aiṫniuġaḋ ḋuit beiṫ i bpearsain dom' láṫair ag m'áitreaḃ i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ, ar an deiċeaḋ lá de'n ṁíos is neasa ḋúinn, roṁainn, ionnus go dtaḃarfá, má ṫig leat, freagra iomċuḃaiḋ ar na casaoidiḃ cruaiḋe cíocraċa . . . ta as uċt an Úird ar ndéanaṁ . . . taḋ, giḋeaḋ d'ḟaitċios náċ soiċfeaḋ an fóġairm seo ċugat roiṁ an lá réaṁ-ráiḋte, **Maise** forḟóġraim duit an treas lá earraiġ gan dream ris, beiṫ im' ḟiaḋnuise ins an ionad réaṁ-ráiḋte: ná hob i bpéin d'uṁla.

**Tugta** fém' láiṁ an t-oċtṁaḋ lá fiċead de'n ṁíos Aiḃġeist, i mbliaḋain d'aois ár Slánuiġṫe, seaċt gcéad déag ceaṫraċaid 7 a ceaṫair.

Piaras Mac Gearailt,
Árd-Sirriam Leiṫe Moġa.

Go nglacaḋ gan spás tu go Caṫair na ngrás,
Tar éis maiṫiṁ do ġnásaiḃ éadtroma.
Le claon na tola 'ná aeraiḋeaċt eile,
Níor ṫréigis an tAifreann naoṁṫa;
Ba roġa go fada leat Ríoġaċt na bFlaiṫeas
'Ná greann agus tairbe an tsaoġail seo.
A Ṫiġearna Íosa! ó ḃrón an tsaoiġil seo
Ó ṫreórais príoṁ-scoṫ Ṗaoraċa
Go tír na n-easpal, na naoṁ 's na n-aingeal,
Deónaiḋ a anam do ṡaoraḋ leat!
Stiúruiġ a anam go Ríoġaċt na bFlaiṫeas,
A Ċríost do ċeannuiġ go daor sinn!
'S a ṁaiġdean ṫaiṫneaṁaċ, ċráiḃṫeaċ, ċarṫannaċ
Tóg féd' ṫearmainn féin é!

## FEART-LAOIḊ.

Mo ċreaċ, mo nuar, mo ḃuaiḋirt lem' ṡaoġal arís,
Mo screaḋ gan ċluain, mo ṡuairc-ḟear craoḃaċ groiḋe
I gClaire Ṁuair i dtuamba, tréiṫ gan ḃríġ,
Flaiṫ gan ġruaim dob' uaisle méinn is gníoṁ.

Gníoṁ doilḃir caoi poibleaċ, is lán-ċreaċ Gaeḋeal
Gríoḃ oirḋeirc, ríoġ-ċosantaċ, gan tlás le tréan,
Taoi torċarṫa—is fíor-ġoiniḋeaċ le tráċt an scéal,
Príoṁ lonnarḋa, groiḋe, gorm-ḋearc, Seaġán geal Paor.

Sin eadraiḃ sceól mar nóḋaċt 's ní fáilteaċ é,
Gur marḃ, mo ḃrón! an leóġan do b'áilne scéiṁ
Ba laidionda, lóġṁar,—lóċrann dáiṁe is cléir
Fé ndeara ḋam deóra móra ṫráġaḋ, mo ċréaċt.

Mo ċréaċt is m'osnaḋ go doilḃ, mo ċás, mo ċneaḋ!
Craoḃ is cosnaṁ na bpoibleaċ, tláiṫ gan ṗreab;
Tá séan is sonas féd' ċumas go bráṫ, a leac!
An Paoraċ brollaiġ-ġeal coigilte id' ṗáirt, mo ċreaċ!

---

## XXX.

## Fóġairm an Ṁóránaiġ.

**Leaṫ Moġa** | Maille re Piaras Mac Gearailt, aon d' Órd Ollaṁanta na hÁird-Leiṫe réaṁ-ráiḋte ċum Uilliaim Uí Ṁóráin, Scol-oide ar Ṡliaḃ gCua, i gConndae Portláirge.

Ag seo ċugat i n-ainm an Úird, dá aiṫniuġaḋ ḋuit ḃeiṫ i bpearsain dom' láṫair ag m'áitreaḃ i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ, ar an deiċṁeaḋ lá de'n ṁíos is neasa ḋúinn, roṁainn, ionnus go dtaḃarfá, má ṫig leat, freagra iomċuḃaiḋ ar na casaoidiḃ cruaiḋe ciocraċa . . . ta ar uċt an Úird ar ndéanaṁ . . . taḋ, giḋeaḋ d'ḟaitċios náċ soiċfeaḋ an fóġairm seo ċugat roiṁ an lá réaṁ-ráiḋte, maise forḟógraim duit an treas lá earraiġ gan dreaṁ rir, ḃeiṫ im' ḟiaḋnuise ins an ionad réaṁ-ráiḋte: ná hob i bpéin d'uṁla.

Tugta fém' láiṁ an t-oċtṁaḋ lá fiċead de'n ṁíos Aiḃġeirt, i mbliaḋain d'aois ár Slánuiġṫe, seaċt gcéad déag ceaṫraċaid 7 a ceaṫair.

Piaras Mac Gearailt,
Árd-Sirriam Leiṫe Moġa.

## XXXI.

## BARÁNTAS AN ṀÓRÁNAIĠ.

Leat Moġa } maille re Piaras Mac Gearailt, aon d'órd Ollaṁanta na hÁird-Leiṫe réaṁ-ráiḋte.

Ċum gaċ árd 7 foċonnstábla ar fead na Leiṫe céadna, agus ċum luċt a gconganta 7 a gcaḃarṫa. Do fuair mé áiteaṁ iomlán go ḃfuil i ḃfaiġir nó i ḃfoirṫe éigin ar Ṡliaḃ gCua scol-ṁaiġistir scaiṫeólaċ, darḃ ainm Uilliam O Móráin, do ṫug go mearḋa, malluiġṫe, mí-ḃéasaċ, 7 go huallaċ, éadtrom, earráideaċ, briaṫra borba baoṫ-ġlóraċa, 7 aiṫeasca easuṁla iliomḋa, do ṗrealáidiḃ uaisle, oirḋearca, árd-céimeaċa, do ċléireaċaiḃ ċuanda, ciallḟoirḃṫe, cráiḃṫeaċa, d'ollaṁnaiḃ ungṫa, eólaċa, oll-ḃlaḋaċa, 7 d'ḟiliḋiḃ feasaċa, fíor-líoṁṫa, focal-snuiġṫe, noċ naċ riġtear a leas d'áireaṁ sonn, gion gurb neaṁ-ríoṁṫa iad leaṫ ar leaṫ ins an áiteaṁ do ġlacas, agus fós gur maoiḋeaḋ go mí-ċiallḋa leis an Uilliam O Móráin réaṁ-ráiḋte gur sroṁta, gur fáiṫiġe, gur líoṁṫa, gur léire, is gur léir-ḋeasuiġṫe é féin i n-eólas, i n-iomais, i n-iomscaoileaḋ na n-aḋmad, i n-ilċeárdaiḃ na n-ealaḋan n-éagsaṁail nÉireannaċ, ní hé aṁáin 'ná ceaċtar de n-a ḟiolḋánaċaiḃ aṁra oirḋearca so, aċt fós ná iad go huile, gion gur ġlac ceaċtar de na gráḋaiḃ le n' oireantar neaċ i n-ealaḋain riaṁ, 7 FÓS, mar ḋiúlt go mear-ḋána teaċt dom'

Láṫair ar gcur fógarma ċuige i n-ainm an Uird an t-oċtṁaḋ lá de'n ṁíos Aiḃġeist ins an mbliaḋain d'aois Ċríost seaċt gcéad déag ceaṫraċaid ⁊ a ceaṫair.

Ag seo m'aiṫne ⁊ m'órduġaḋ uime sin díḃ ⁊ do ġaċ n-aon agaiḃ go ndeárntar síorṫa síor-luaṫa ⁊ lorgaireaċt lán-urlaṁ liḃ ⁊ go léigṫiḋe scimealta scríob-luaimneaċa fá ilċríoċaiḃ Leiṫe mór-aiḋḃle Moġa ionnus ná fágfar liḃ aill ná árdán, bruaċ ná báinseóg, clais ná cuiṫe, cnoc ná céide, coill ná curraċ, drom ná druiméal, dúṁ ná diaṁar, fioḋ ná fásaċ, riaḋaċ ná riaḋtaċ, gort ná glas-bán, grianán ná grian-ċnoc, iaṫ ná imeall, lúb ná luiḃ-ġort, lios ná leaca, máiġ ná mínleaċ, maiḋig ná moṫar, miod ná neanntóg, orc ná oirear, os 'ná oileán, port ná puaṫais, poll ná pórán, ros ná réiḋteaċ, riasc ná ruaḋán, sliaḃ ná sliosán, seisc ná seisceann, treaḃ ná triúċ, tuar ná tulaċ, uaiġ ná uille; ⁊ go háiriṫe ná fágaiḋ bléan breac-ċnuic, cuas crainn, clab carraige, craos cumair, drannt doiṁneóige, fos faiḋre, glot gáipéir, gleann guaireaċ, iṫe uisce, lár laige, mong muine, nead druide, pus pluaise, roc ruaigṫe, scúṁaḋ scairte, tiġ talṁan, 'ná áit uaigneasa, fá ṫeórannaiḃ fairrsinge Sléiḃe slios-ḟada sean-gCua, gan lorg ⁊ léir-spiúnaḋ go fríoċnaṁaċ ⁊ go díċeallaċ go ria ⁊ go dtiocfaiḋ liḃ an tUilliam réaṁráiḋte do láṁaḋ, ⁊ ar n-a ġaḃáil, taḃraiḋ i ngeiṁliḃ ⁊ i nglasaiḃ go daor, doċt, ceangailte ċuġam-sa go sonnraḋaċ é, go n-imirṫear dliġe air, do réir a ċionnta.

Uime sin, Seo é ḃur gcoṁaċta ⁊ ḃur mḃaránta,

ar n-a ṫabairt fóm' láiṁ 7 fóm' ṡéala, i mBaile Uí Ċionnḟaolaiḋ an t-oċtṁaḋ lá ar ḟiċid de'n ṁíos Aiḃġeist, ins an mbliaḋain d'aois ár Slánuiġṫe, seaċt gcéad déag ceaṫraċaid 7 a ceaṫair.

PIARAS MAC GEARAILT,
Árd-Sirriam Leiṫe Moġa.

---

## XXXII.

Leaṫ Moġa } Maille re Mártan Liútar, Calḃin, Cromḃail, 7 Melangton, Ceaṫrar de ṗríoṁ-ċóṁairle Ifrinn do ċum gairm órduiġṫe 7 barántais do ṫabairt amaċ ar feaḋ na Leiṫe céadna i gcoinne gaċ n-aon de'n gclé-Eaglais, ċuirpe, ċealgaiġ, ċoinneal-ḃáiḋte, noċ do ṫréig 7 do ḋiúltuiġ do na gráḋaiḃ diaḋa déarscanaċa ceart-briaṫraċa 7 do na hÚirdiḃ aoiḃne, áilne, fíor-naoṁṫa, 7 de ḃríġ go ḃfuaireaṁair deiṁin 7 léir-ċunntas gur ċeangail 7 gur ṁóidiġ duine dona diablaiḋe droċ-oiniġ áirṫe ċum a ḃeiṫ i n-a ḋeisciobal ag an árd-ṁaiġistir sin i n-ár gcoinne, .i. Lucifer, go mbeaḋ sé moḋṁail mioċair milis omósaċ dó'n oċtṁaḋ Hannraoi, do Ríġ Liam an Ċuṁangais, d'Anna Bolaín 7 do ṁórán eile de sna deaṁnaiḃ, darb ainm 7 sloinne dó Diarmuid Ó hAirt, do ḃí tamall i n-a Ṡagart Paróiste ṫiar i gCairbreaċaiḃ, tamall eile i gCarraig Ṫuaṫail fé ṫearmann Ḋoċtúir ḋiaḋa déarcaċ ḋeiscréideaċ Mac Cionnaoiṫ, Easpog Ċluana, Ċair-

breaċ 7 Ruis. Aċt ċeana, ċum go mbeaḋ mear-aiṫne agaiḃ ar an nDiarmuid réaṁ-ráiḋte ḃéarfam-na ḋíḃ a ċóṁarṫaí sóirt 7 eólas ar a ḋroiċ-ṁéinn 7 ar a ġníoṁarṫaiḃ déirtineaċa salaċa fé mar leanas. Tá Diarmuid déad-ḃuiḋe diablaiḋe O hAirt aċarnaċ, ainṁianaċ, airciosaċ, amplaċ, bradaċ, bréagaċ, breallaċ, bruideaṁail, bruiġneaċ, calġaoiseaċ, cam, canncaraċ, casaoideaċ, cealgaċ, claṁaċ clamparaċ, clear-ḃeaṫaċ, dána, dona, dorċa, droċ-ġnóṫaċ, duairc, fealltaċ, feargaċ, fraoċaiḋe, garg, glais-ġnéiṫeaċ, gráineaṁail, gruamḋa, lán-díobarṫa, leaṁ-laḃarṫaċ, léanṁar, loirciġṫe, lomarṫa, lom-luirgneaċ, mailíseaċ, malluiġṫe, manntaċ, masluiġṫeaċ, meirgeaċ, míḃéasaċ, mí-nádúrṫa, naṁaideaċ, peacaṁail, plucaċ, púcaṁail, port-ṡúileaċ, pus-raṁar, ríoġ-ḃodaċ, rigin-ḃéalaċ, ruaraċ, searḃ-laḃarṫaċ, silteaċ, tuirinneaċ, tubaisteaċ,—do ċuir gleó 7 buaiḋirt ar Impreaċt na ḃflaiṫeas do ċréaċtnuig 7 d'aṫnuaiḋ cneaḋṫa Ċríost, do ċuir Bainríoġan na nAingeal ag sileaḋ na ndeór, do ċuir cneaḋ i gcroiḋṫiḃ na naoṁ 7 na n-easpal, do ċuir ceó, brón, doilġeas 7 diombáḋ ar Eaglais ḋiaḋa ḋeaġ-ṡomplaiġ na críċe seo Leiṫe Moġa 7 ar ṁórán leo de'n gCléir ṁilis ċorónṫaiġ, ṫaiṫneaṁaiġ, ḋeaġ-ṁúinte seo Inse Fáil.

**UIME SIN**, an uair ná tagann 7 é féin a ṫaḃairt suas 7 seasaṁ ċum ḃreiṫeaṁnais, fógraimíd, i bpéin ṗiriacail 7 uṁlaċta, do ġaċ uile ḃaille nuaḋ-ḃearrṫa 7 connstábla cúṁang-ġuailneaċ, gaċ uile ċléireaċ luaiṫ-ṁéireaċ, gaċ uile ċlaiḋre cuirre, claon cailleaṁnaċ, gaċ uile ḃiṫeaṁnaċ bréagaċ, bradaċ, cealgaċ, cleasaċ, sileaċ, ruaraċ ar feaḋ

na leaṫa céadna mór-ḟódaiġ Moġa, de ḃríġ na mór-ċóṁaċta atá agáinn, gan diúltaḋ"

An Diarmuid cas Ó hAirt d' éileaṁ
A lorg 'sa ċuardaḋ go buan gan téarnaṁ
Ar fuaid curraiġṫe, bogaiġṫe is sléiḃte,
Bailtí muara, cuanta is céide.
Cuarduiġiḋ árd-ċnuic, bánta is gaorṫaiḋ,
Caisleáin seannda, gleannta is féiṫe,
Cuasáin cumair is imeallaiḃ craos-ṁuir,
Gaċ tráiġ is cuan ar fuaid na hÉireann.
Tosnuiġiḋ ṫiar i n-iarṫar Béarra
Na fágaiḋ dún ná cúirt 'ná aol-ḃroġ,
(Long 'ná bád i gClár Luirc Ḟéiḋlim,)
Gan spiúnaḋ is lorg do stollaire an éiṫiġ.
Ná fágaiḋ beanntraiġe ar ionntaoiḃ éinne,
Cuan Dor na long 'ná Dún na Séada,
An Scibrín gan fuiḋeall gan éileaṁ
Ná Clanna Ċaoilte na laoiṫe aosta,
(Ar lorg an sceamaire ḋamanta ċéasta.)
As sain preabaiḋ go meanmnaċ saoṫraċ
Go Corcaiġ na gCuan go Luaimneaċ léadṁar
Is déiniḋ lorg go brosduiġṫeaċ éigneaċ
Ar Ḋiarmuid spairt Ó hAirt an méirleaċ;
Aċt fóil, a ḋaoine, go n-innsead scéal ḋiḃ,
Gur ṫeiċ an raille le n-a anam 's a ṁéirdreaċ
Go hUiḃ Ṁaġ Caille le hiomarca saoṫair
Ag iarraḋ coimirce i gcumaraiḃ éigin;
Leanaiḋ go dlúiṫ an sprionnlaċ déistneaċ
Is cuiriḋ a lorg go hobann le faoḃar;
Ná fágaiḋ gleann 'ná poll 'ná réiḋ-ċnoc
Gan spiúnaḋ is siuḃal go dlúiṫ d'á éileaṁ.

Lá Ḟéile Ṡeaġáin do ċuala ó uasal ṫréiġṫeaċ
Go bḟuil an fiaḋ i gCilliaiṫ fá ḋaol-ḃrat,
Agus é 'n-a ṁinistir ċuirire ċréimṫe
Agus bean acaraċ aige is cléir-ṫeaċ.
Nár ṁairiḋ-sé a-ġúnai duḃa 'ná a ḃéaḃar ;
Oċlán gruaim is buan-ċnead cléiḃ air ;
Saiġead niṁe galair is greamanna is géar-ġoin
Gaċ aon lá agus tráṫ d'á ċéasaḋ.
Go mairiḋ céad bliaḋain 'sna pianta céadna
Is conairc na fola d'á stolaḋ is d'á ċréimeaḋ,
Naiṫreaċa niṁe 'na ċroiḋe mar éag-ḃroġ
'S a ċionnta mallaiġṫe damanta 'á ḋaoraḋ ;
Céad cnead 'n-a ċroiḋe d'á ḋruim is péin-ḃruid,
A ċlí 's a ċeann 's a ṁeaḃair d'á réabaḋ,
D'á stracaḋ 's d'á ṗianaḋ ag diaḃail go saoṫraċ,
Mar ṫug sé ainm ar aiṫis gan ḃéasa
Is druim do ṫaḃairt le flaiṫeas Ṁic Dé ġil,
Ċuir cogaḋ, gleó is brón ar naoṁaiḃ
'S an Mac míorḃúilteaċ múirneaċ naoṁṫa
Gur ḟuiling bás le gráḋ do'n sméirle
Is d' iomċuir an ċroċ go doilḃ déaraċ,
Ar ṁullaċ an ċnuic annsain do céasaḋ
Le hiomad pianta diana déisteaċ'
Íosa milis ċum sinn-ne ḟaoraḋ.
Ciaċ ort-sa, a Ḋiarmuid, is léan ort,
Oċlán dúḃac is puḋair is créim guirt.
Cá ngeóḃair, cá stadfair, cá raċair ar éan-ċor ?
Is go mbéir lá an luain id' ċuaill boċt daorṫa.
Os coṁair do ḟúl béiḋ scrúdaḋ is léireaċt
Is breiṫeaṁnas caoin ag Íosa d'á ḋéanaṁ
Dliġṫe go coṁṫrom is lorg is léir-ṁeas
Ar do ġníoṁarṫaiḃ malluiġṫe damanta, a ṁéirliġ.

Beir-se id' stráille—is é seo an lá léin duit
Cá gcaiṫfir do ġúnaí duḃa,—do ḃéaḃar ?
Cá ngeóḃaiḋ do ṗearsa, do ġaisce 's do ṫréine
'Ná an ṁéirdreaċ ṁalluiġte ṁasluiġ is ḋaor ṫu.
. . . . . . . . .
Dar leat ba ṁaiṫ is ba ġlan do léim-se
Ṫar móin, ṫar geata, ṫar caise nó féiṫe,
Ag déanaṁ mustair le fuinneaṁ is faoḃar
'S ag taispeánt clú ⁊ lúiṫ do ġéaga.
Tiorrainn, treascairt, galar is créim ort
Do rinn d'anam do ḋamaint le léim ċuirp,
Léim le'r scarais le flaiṫeas Ṁic Dé ġil
Is léim do ċuirfiḋ go hifrionn daor ṫu.
Beiḋ tu fann-lag, crannda, créimṫe,
Beiḋ soiġeadaí niṁe tréd' ċroiḋe gan faerioṁ,
Beiḋ do náṁaid i gclár t' éadain,
Meirce, drúis, is tnúṫ, is craos ċuirp.
Ní ṫuigim gur tairḃeaċ an teagasc so léiġeaṁ ḋuit,
Ní baois 'ná glagaireaċt, gangaid ná bréaga,
Go mbeiḋ Mac Airt 'n-a spreas sé ḋaor-ċnead
I ngleanntaiḃ Ifrinn tuilte le bréantas.
Cruaḋtan báis ort, fán is géir-ċnead
Is buaḋarṫa atáid a lán ded' ġaolta,
Eaglais ionnraic, ṁúinte, ṁaorḋa
A leanas go dlúiṫ gaċ cúrsa naoṁṫa.
Doċtúir O hAirt an sagart léiġeannta
Is Taḋg do ḃráṫair lán de ḋaonḋaċt.
Do ċáirde i ngleó go brónaċ traoċta
I dtaoḃ do ḋamaint, do ṁaslaḋ is do ċlaonaḋ.
A ṫrúiḋ ḃoiċt aindeis, cad ṁeasair a ḋéanaṁ
Nó cad é an diaḃal do ċuir ciaċ is daol-ḃrat
Ar do radarc ċum deiġilt do ḋéanaṁ
Le híosa ṁilis, a ḋliġṫe 's a naoṁ-Scripṫ ?

Glac-se coṁairle i gcóṁair tu ṡaoraḋ,
Spreag t'aigne, is taḃair-si géir-ġean
Do Ċríost ṫar n-ais is glacfaiḋ Sé leat;
Má ḃíonn do ċroiḋe dá ripiḃ céasta,
Buail t' uċt is bíoḋ sruṫ déar leat,
Smuain ó ċroiḋe ar do ċríoċaiḃ déiḋeannaċ';
Smuain ar Íosa Críost mar céasaḋ
Ar ċrann na Croise le dursan is daol-ḃrat.

AN CEANGAL.

Mo ṫruaġ ṫu peasta, mura nglacfair mo ċóṁairle i dtráṫ,
S mo ṫruaġ ṁór t'anam ḃeiṫ damanta i mbrón gan táḃaċt.
Id' ċuaill ḃoċt caiṫte fé leacaiḃ ag dreóġaḋ go táir
'S na sluaiġte deaṁan dod' stracaḋ 's dod' ḋóġaḋ de ġnáṫ.

Gnáṫuiġ peasta teaċt ar ród na ngrás
Is gráḋuiġ let' anam taiṫneaṁ mór na neáṁ,
Fág an peacaḋ is seaċain cló na mbáb
'S is árd ḃéiḋ gradam agat, glóir is cáil.

Do ċáil is do nós is deóraċ dúḃaċ le Cléir,
Mar d' ḟágair lóċrann glóire is Cúirt na Naoṁ,
Do ċáirde i ngleó le brón 's le túirling déar
'S na táinte leó, fé ċeó, go cúṁaċ id' ḋéiḋ.

Id' ḋéiḋ-se is caṫaċ liom greaduiġṫe táinte triaṫ
Mar ṫréigis sealḃ na ḃflaṫas is grá na gcliar,
Le gaeṫaiḃ cealgaċ', malluiġṫeaċt ráiḋte is ṁian
Do ṁéirdreaċ ḋamanta ṡnaiḋmiḋ ṫu ar láiṁ an diaḃail.

Aduḃairt Diarmuid O hAirt mar leanas :—

"Muna ḃfuil mo ċreideaṁ go cóir,
Ar ṫaoḃ an óir is mé is liaiġ.
Is duine dona atá mar atáim
Gan an saoġal im' láiṁ 'ná Dia.

## XXXIII.—AOR.

Aisling do rinne Baoṫlaċ Mac Críoṁṫain Mic Féiḋlim Uí Ṡeaċnusa do Ṡeaġán Dall Ó Súilliobáin .i. Seaġán Mac Ṗiarais Paor Ḃaile Uí Ċaḋáin i nDeíseaċ, bráṫair baoṫ, borb, leaṫ-ruisc, d'Órd Naoiṁ Augustín, do ṫréig is do ṫarcuisniġ an tÓrd riaġalta raṫṁar beannuiġṫe i n-a raiḃ sé, agus atá anois i n-a ṁinistir i nDúngarḃán fé ġúna ḋuḃ, ⁊ gurab faide saoġal an ġúna 'ná saoġal an ṁinistir.

Ṫeangṁaiḋ tráṫ mé lán-lag traoċta
I mbóiṫriḃ gleanna i ḃfearantas Ḋéiseaċ
Is mé go buaiḋearṫa uaigneaċ léanṁar
Ċum suain is codlata ḃrostuiġ mo néalta.

Dar liom gur ṫaisteal im' aice an laoċ soin,
An bráṫair Seaġán 'n-a stráill gan éan-rosc,
Cóṁ dall le púca is gan fiú na léine
Báin' mar do ċleaċtaḋ ag teagasc a ṫréada.

Ḃí sceon 'n-a ġnúis, ḃí cnú 'n-a éadan,
Ba ḋéaraċ aṫċuirseaċ asmuilteaċ créaċtaċ;
D'ḟéaċ an raille 's a ṫeanga as a ċraos-ċlab,
Mar ḃeaḋ tarḃ ag alpaḋ is ag géimniġ.

Do ċeapas im' aigne preabaḋ go héasca
Is do ḋruideas 'n-a ḋáil go dána taoḃ leis;
Duḃart go ḃfeaca a ḟamailt le tréiṁse
I ḃfrigiúir ragairt ag teagasc a ṫréada.

'Nuair ċrom ar ḟreagra ṫaḃairt dom' ḃréiṫriḃ
D'eiriġ stoirm lé'r criṫeaḋ na daor-ċnuic,
Do ḋúḃaiḋ, le hana-ḃeart scamallaċ, Ṗoébus,
Is na táinte ag screadaiġ le hanḟaiṫe is baoġal.

Do ḃrúċt an ḟairrge freasaṁail fraoċta,
Tonntaċa ag siosmaḋ go casaṁail craosaċ,
Alltán na mara ag preabaḋ is ag pléascaḋ,
Aṁuis is deaṁain is céad dream nár léir dam.

Do sceinn as cúil nó as cúinne éigin
Scriosaire ciar-ḃuiḋe i n-iarrnaiḋiḃ géara;
A ḋá ċroḃ, is a ċrut ba ḋéistneaċ,
Is colg niṁneaċ niṁe ar an bpéist ḋuiḃ.

Agus duḃairt le Seaġán, " a ġráḋ mo ċléiḃ-se,
Is tu a ḃí uaim 's is suairc mo scéal duit;
Is fada me ag áiṫreaḃ stát is réim duit
I ḃfoċair na ríġṫe is na mbruinġeala gcraos-ċoirp.

Mo ċaḃair do ġeaḃair ar m'ḟallaing go héasca
Ċum ḃeiṫ i ḃfoċair gaċ porta aca is tréine
Do Ríġ na ríoġ-ḃan do ġníḋeaḋ éirleaċ
Is do ḃaineaḋ go damanta a gceanna de ċléir ċirt.

Ní ar feaḋ tamaill 'ná sealad gan éifeaċt,
Aċt ar feaḋ na síorruiḋeaċt' i mbriaṫraiġeaċt béiṫe,
Fé mar ċleaċtais go hasmuilteaċ craosaċ
I n-aġaiḋ dliġe Ṗeadair le'r scarais go héadtrom.

Pé faid is beiḋ flaiṫis i seilḃ Ṁic Dé ġil
'Ná an ġlóire ṁilis gan time ag naoṁaiḃ
'Ná diaḃail i nIfrionn ag fiuċaḋ is ag séideaḋ
Beir-se ann treascarṫa damanta i bpéin-ḃruid.

Beiḋ do ċeann is do ḋranndal créimṫe
Ag piastaiḋiḃ duḃa d'á mbruġaḋ id' ḃéal-sa;
Beiḋ do ṫeanga d'á stracaḋ is d'á réabaḋ
Ag madraiḋiḃ fiaḋaiġ, ag diaḃail, is faol-ċoin.

I n-ionad na póit' id' scórnaiġ ċraosaiġ,
Imirt is ól is póga béiṫe,
Beiḋ míle diaḃal go pianṁar saoṫrac
Ḋod' ṫaċtaḋ le peannaid ó scarais leo' ċéile.

Máṫair Íosa Críost do céasaḋ,
Nár ṁinic do ċuiris-se cuisne d'á naoṁ-ṡúil
Ag sileaḋ duḃaċ leo' ċionnta, a ṁéirliġ,
Is na flaiṫis fé scamallaiḃ aṫtuirse is géir-ċnead.

Ar nós an ṁadra d'alpfaḋ go saoṫrac
An t-airiog do ḋein, gan ṁoill, go féastaċ,
Ba ṁar sin tú, a ṫrúiḋ, ag réabaḋ—
Ag damant t'anaman ar aitear beag ṡaoġalta.

Níor ġaḃais-se páirt le Máire naoṁṫa
'S an t-aingeal do ġráḋuiġ tu is nár ṁar ṡéanais;
Do scarais go bráṫ le cáil na naoṁ-ġlan
Is an tAifreann sáṁ, mo ċás! mar ṫréigis.

Do leanais-se lorg na mborba céasta
Tá ṫíos rómat fé ḃrón is daor-ċnead,
An t-oċtṁaḋ Hanraí 's a ḃainríoġan taoḃ leis,
Anna damanta, an bastart Ḃóiléana.

'S a hinġean scólta dóiġte i ndaor-ċneaḋ,
Eilís, ṫreascaraḋ Eaglais naoṁṫa,
Easpoig is sagairt is bairrḟionna maorḋa
Do ḃíoḋ ag cantain na salm go séanṁar.

Ċirr Cromail 'n-a stollaire céasta ann
Gan truaġ do ṫreascaraḋ seasca de ċéadtaiḃ;
Do naoiḋeanán, leanḃ 'ná an sean-duine aosta
Níor ċorruiġ a ċroiḋe cum saoirse déanaṁ.

Annraí an prútaċ, brúiġte i n-éag-ċruiṫ
'S mar ṁnaoi acaraċ aige Jane Seymour;
Éadḃard cuirire imirṫe traoċta
'S mise d'á dteagasc gan lagaḋ ar mo ḃéal-sa.

De ḃríġ go raḃas im easpog ag déanaṁ
Pósaiḋe sultṁara go deiṁin mar ġéilleaḋ
Do Hannraí damanta malluiġṫe, an sméirle
'Nar ṁinic do scaras is ċeangalas bé leis.

Do scaras ó'n Ríogan ṁánla ḃéasaċ
Beannuiġṫe ḃanaṁail lán de ḋaonḋaċt,
D' éis fiċe bliaḋain go riaġalta, réim-ċirt,
Do ḃeiṫ 'gam i ngradam go geanmnaċ séanṁar.

Caiṫríona díon na cléire
Ó Aragán truairc, an tuaiṫ ġlan aolḋa,
Inġean álainn áḋḃaraċ naoṁṫa
Do ríġ na Spáinne b' árd 'san éifeaċt.

Is fíor gan ġlagar, mo ṫeastas gan ḃréig duit,
Do ġeóḃfá dearḃuġaḋ i Sacsain im' scéaltaiḃ,
Tomás Cranmar do b' ainm san tsaoġal dam;
Dar ndóiġ, is aiṫnid mo ṫeastas do ċéadtaiḃ.

Do ḃíos tamall im' ḃráṫair ċráiḃṫeaċ déarcaċ,
Mar ḃís-se, a ḋallaċáin, gearraḋ ċnáṁ is créim ort.
Gur ċorruiġ an diaḃal go dian mo ċéadfaḋa
Ag séanaḋ an Aifrinn, taiṫneaṁ Ṁic Dé ġil.

Tá lán-ċuid bráṫar ar láiṁ id' éagmuis
'S na mílte eiriceaċ teilgṫe i ndaor-ḃruid,
I dtaoḃ creideaṁ na nAspal le hearmuilt do ṡéanaḋ
I dteintiḃ teó fí ḃrón d'á gcéasaḋ.

Pelágius tá is Árius claon ann,
Macedónius is Nestórius traoċta,
Simon Mágus tnáiṫte ó ṡéide
I gcoirṫiḃ fiuċta 'n-a ḃfuilid na céadta.

Tá Marcion, Small, 7 Nóḃátus daor ann,
Ḃigilantus, Focs, 7 Mórton créimṫe,
Calḃin, Liútar is Ḃiúsar bréagaċ
Burnet, Horn, is lán naċ léir ḋam.

Is an ḃuineannaċ ḃuileaṁail ḟraoċta
Ḟioċṁar ḟeargaċ ṁalluiġṫe ċéasta,
Cása piostal aici-si 'n-a caol-ċroḃ
Ag taḃairt na mionn go dteannfaḋ p'léar leó.

Ba seana-ṁáṫair tráṫ gan ḃréig duit
An diaḃal beag buile seo ġruigeaḋ ár gcléir ċirt;
Grás Órbur a hainm munab dearmad ḋéinim,
I gCnoc an Leaṫaraiġ do ṁaireaḋ i nDéiseaċ.

Ḃeiḋ taoḃ leat Balsingham ġreadaḋ le daor-ċnead
Eaglais Íosa is a Ríoġan naoṁṫa,
Is de ḋearcaiḃ a ṁeang an ceann do réabaḋ
De ḃainríoġan ḃeannuiġṫe Alban aeraiġ.

Ar ṫriall ċun baile go hAiceron daor duit,
Beir Pilib O Riain go tréan ar ġéag leat,
Mar ṫu, ċuir brón ar Órdaiḃ aosta,
Ag séanaḋ an aifrinn aspalḋa naoṁṫa.

Mac Taiḋg na Coille mar ċuideaċta féin leat,
Má 's gáḃaḋ duit bata maiṫ, b' annaṁ ṫu i n'éagmuis;
Roinn leó go haibiḋ é, is geallaim gan ḃréig duit
Nuair ġeóḃfar ṫar geata iad go leanfad-sa an pléascaḋ.

Beiḋ siḃ-se i bpiantaiḃ diana daora
Go damanta ḃur loscaḋ gan sosaḋ gan staonaḋ,
Pé faid a ḃeiḋ diaḃail i bpiantaiḃ a ċéile
I dtaoḃ ḃur dtarcuisne is maslaḋ do'n Naoṁ-Spioraid.

Mura gcaillfiḋe aċt tusa, ba ċuma cad é sin,
Aċt do ṡompla is eagal go leanfaiḋ go héasca
Tuilleaḋ ded' ṡórt, a ċóbaiġ ċaoċ ḃoċt,
Dul ar fiuċaḋ go hIfrionn céasta.

Do scarais ó Israel ċaiṫiseaċ naoṁṫa
Go guitear niṁe na ḃFilistín mbréan duḃ,
Do ṫug tu scanall is maslaḋ is géar-ġoin
Don Órd beannuiġṫe ġlacais, a ṁeirliġ.

Do riġnis neiṁ-níḋ de Ċríost le 'r saoraḋ
Clann Adam uile ó ṫurrainn an daor-ḃreiṫ.
Cé ġlacfaiḋ do ṗáirt lá an ḃráṫ ná déarfaiḋ
Focal id' ċáil, O! a Ṡeaġáin, is baoġal duit.

ceangal.

Nuair ṗreabas óm' aisling ar maidin 's me claoiḋte tréiṫ,
Do ḋearcas an sagart is ḃraiṫeas go mb' ḟíor gaċ scéal;
Do ġreadas mo ḃasa ar maċtnaiṁ an scaoinse ċlé
Is é trearscarṫa damanta i nÁiceron sínte i bpéin.

Péin-ḃruid is léir-scrios is sceiṁleaḋ, a Ṡeaġáin,
An ċléir ṁilis naoṁṫa ċaoin a d'ḟág;
Níor ḃ'ḟéidir leis staonaḋ ó ḟíon 's ó ṁnáiḃ,
Mar ġéilleaḋ d'á ċraos-ċorp le 'r claoiḋeaḋ a ċáil.

Do ċáil is danaid liom trearscarṫa, léiġte ag Úird,
Mo lán-ċneaḋ t'anam-sa damanta i ndaor-ḃruid duḃaċ;
Ar fán beir fearta, is do ḃeaṫa dod' ḋaoraḋ, a ċrúiḋ,
An lá ḃeiḋ teastas do ḃeaṫaḋ 'á léiġeaṁ id' ġnúis.

Do ġnúis is doiliġ liom torcarta i bpiantaiḃ teó,
Gan tnúṫ le fortaċt, aċt ad' stollaḋ ag diaḃail go deó
Ṫug drúis, is slogaḋ na ndeoċ, an fiaḋaċ so id' ḋeóiḋ,
Go duḃaċ id' stollaire ḋona fé iarsma is brón.

Brón agus tinneas id' ġoile agus daor-ċnéad dian
Is tóir ó Ifrionn ċuirfeaḋ do ċréaċt i bpian,
Ṫug nuaḋaċt is siosmaḋ dó'n ċruinne, 's ar ċléir ċuir ciaċ
Le gleó agus buile agus sileaḋ na ndéar go fial.

Is fial 's is aibiḋ ḃeiḋ Cerberus rómat gan ṁoill
Go dian dod' ṫaċtaḋ 's dod' ġreadaḋ le fórsa is feiḋm;

Na diaḃail, ṫar geata nuair raċair, beiḋ suairc le meiḋir,
Is na pianta is damanta, geallaim duit, ġeóḃair god eiṁin.

Is deiṁin gur scarais le taiṫneaṁ is ceannsaċt Ċríost,
Leo' ḋeiġilt ó ṁairtinn is geanmnaċt Auguistín ;
Fill, a ṗeacaiġ, ód' ḋamaint is meaḃruiġ caoin
Soillse is dealḃ na bflaiṫeas is greann na naoiṁ.

FEART-LAOI.

Níor Ṗaoraċ tu aċt sméirle de ḃodaċ gan sult
Gaiḃ taoḃ le sna hÉireannaiġ is d'ḟág iad annsoin.
Nuair ḃeiḋ Léasarus go haeraċ ag déanaṁ suilt,
Beir ad' ṫréigean gan faoiseaṁ i nIfrionn duḃ.

Níor ṡagart tu aċt spreallaire d'iompuiġ brat,
Tug an tAifreann ar radaireaċt is ar ṗógaḋ ban ;
Nuair ḃeiḋ eagluis go meanmnaċ ag Dia mór geal,
Beiḋ t'anam-sa go hacaraċ ar ṫeintiḃ ċeap.

Ní caoċ a ḃí an Paoraċ, cé gur ḃ' ḟada é gan súil,
Gur ṫréig sé éide 7 beaṫa an Úird,
Gur ġéill sé do ṁéirliġ, luċt meisce is púit ;
Is beiḋ a ċraos-ċorp 'á ġléasaḋ 'ḃfoċair Ċailḃin 's a ḃrúid.

Is fuiris aiṫne náċ do'n mbeannuiġṫeaċt ġeineaḋ an ḃean,
Mar gurḃ í an ṁalluiġṫeaċt sé ndeara ḋí an t-uḃall do ḃlas.
Cá'r ṁeasa soin 'ná sagart a ċaiṫeaḋ gúna 7 brat
Is do stracsaḋ mar gaċ Sasanaċ Dia hAoine an mart?

# XXXIV.—Scéal Bronnta Leaḃair.

A.D. 1769.

Sin agat, a ṁánla, ṁiocair, ṁilis, ṁúinte, ṁaiseaċ, ḃéasaċ, ṁnáṁail an tabartas beag, suaraċ, simpliḋe, do ġeall mé ḋuit ċum fóġnaiṁ ⁊ caiṫeaṁaimsire an fir uasail oirḋeirc úr-ċroiḋiġ .i. Créaġaċ Builtéar, agus do ḃeaḋ an diorcán beag so agat i ḃfad roiṁe seo muna mbeaḋ me ḃeiṫ tinn galaraċ ag cimeád mo leapṫa ⁊ mo ṡeomra ar feaḋ ráiṫe, ó ḃí sé d'onóir agam tu d'ḟeiscint i nÁṫ na Cise taoḃ le Malla, i dtiġ mo ċoṁċumainn ġráḋaiġ .i. Piaras féin de Nógla. Tá muiniġin agam ná tarcaisneóġaiḋ an Builtéaraċ suairc an cnuasaċ nó an diorcán boċt dealḃ so do ċuir mé le ċéile, de ḃríġ gur le deaġ-aigne ⁊ le honóir ḋuit-se ⁊ do'n rábaire raṫṁar réaltannaċ do ġabas do láiṁ anois, i gceann mo ṫrí fiċid bliaḋan, an oiread do scríoḃaḋ i n-éin-tseaċtṁain aṁáin ⁊ i n'éagmuis sin ní'lim scarṫa le péin tinnis fós .i. an gairḃéal ⁊ roinnt d'aicídiḃ eile tá am' ṡnuiḋe le cian d'aimsir fé ndeara do'n mbeagán scríḃneóireaċta so ḃeiṫ ċóṁ doiléiġte ⁊ ċóṁ dearṁadaċ ⁊ tá sé; giḋeaḋ, is é m' uċlán tinn, mo ċuṁa, mo lán-ċreaċ, ná fuilim i n-aois mo ḋeiċ mbliaḋan fiċead ⁊ deiċ míle gini i n-aġaiḋ na bliaḋna agam de stát taṫaic diongṁálta, mar ṡúil go mbeaḋ sé de ġradam, d'onóir, de raċmus, d'aoiḃneas saoġalta ⁊ de ċompórd ċléiḃ agam go nglacfá uaim an níḋ sin do ḃraduiġ tú .i.

mo ċroiḋe, de ḃríġ go ḃfuilim tuilte de ġráḋ ḋíograsaċ, ṫaiṫneaṁaċ, ṫeintiḋe, líonṁar, lasaṁail, dod' ṗearsain, dod' scéiṁ, dod' ṁéinn, dod' ṫréiṫiḃ 7 dod' ḋeiġiomċar 7 ar éan-ṁóḋ is gearr go mbeiḋ sé de ḟuairceas agam tu d'ḟeiscint, de ḃríġ gur me le hiomad omóis, díograis, uṁlaċt, priṁléid síor-ġean 7 searc síor-leanaṁnaċ, a ṁaiġdean mór-ċuṁaċtaċ—

Do ṗriosúnaċ 7 do ḟeirḃíseaċ, dil-ḋúṫraċtaċ, diombáḋaċ, dealḃ, doḃrónaċ ċoiḋċe go ḃfeicfead do ġnúis lonnraċ lóġṁar naċ daonda do cumaḋ.

Piaras Mac Gearailt,
Ard-Sirriam Leiṫe Moġa.

---

## XXXV.—Dán Bronnta Leaḃair.

A.D. 1769.

Beir lán na cruinne de ḃruinnealaiḃ ciúin, tais, réiḋ;
Cráiḃṫeaċ, crostalaċ, cruipinn-ḟolt cúmṫa caoṁ
Go háṫ na Cise ċum lile 7 plúir na mbé
Féin' láiṁ le cumann do'n ḟinne-ḃean ḟúgraiġ ḟéiṁ.

Stáid-ḃean ṁilis de ċineaḋ ġlic lonnraċ ġlé,
Ba ḋeárscnaċ, fuinneaṁail, friotalaċ, fiúntaċ, tréan,
'Seaḋ an ṁánla ṁioċair do fuineaḋ as plúr na gcraoḃ
Is áluinn oilte i gcumann 's i gclú na naoṁ.

Is tráiġte turainneaċ mise gan lúṫ im' ġéag
Ar fán i gcumaraiḃ coille go duḃaċ lem' ré
Le gráḋ agus cumann do'n lile ba lonnraċ scéiṁ
Tug táinte ar buile gan mire gan fonn mar mé.

Cé naċ aiṫnid dam seaḃac na ngroiḋe n-eaċ dtréan
Réabaċ, raṫṁaraċ, rabairneaċ, fíontaċ, saor,
Céad is da-ḟiċid de ḃairrḟionnaiḃ ġrios-ġuiḃ ḟéil
Éiġim is screadaim óm' anam do'n gCréaġaċ ḃuil-
téar.

Críoċnuiġṫe le Piaras mac Ṁiċil Ṁic Gearailt
An t-oċtṁaḋ lá déag de ṁí Ṁeáḋoin ins an mbliaḋain d'aois ár Slánuiġṫe 1769.
Sic transit Gloria Mundi.

---

## XXXVI.—Ċum Uilliam Uí Ṁurċaḋa.

Ar ḃfaġáilt "Ceap Craoiḃe Gearaltaċ" do scríḃ Liam Ó Murċaḋa, i Rinn an Ċinnṗéicig, 15 Iúl 1747, as an gcóip do rinn Séamus O Liaṫáin i mḃaile an Aitinn, de Ġaeḋilg "Relatio Geraldinórum."

San leaḃar sain faiġmíd na focail seo :—

"Tuig fós, a léiġṫeoir eagnaiḋe, gurab ar ruireálaṁ Ṗiarais Ṁic Gearailt, Ḃaile Uí Ċionnḟaolaḋ, do rinneaḋ an beag-ṡaoṫar so.

Piaras ċum Liaim :—

A ċogair, a ċumainn, 's a ċuisle naċ faon 'sa duan
'S do ṡroṁaḋ go milis gan time le héigriḃ suairc',
Corruiġ-se t' inċinn ċliste 7 réiḋ mo ġuais
I dtobar na mbruinneal ó fuineaḋ do ḋréaċt i n-uaim.

Cé follus mo ċine gur cuireaḋ gan tréiṫ gan tuaiṫ,
Ag cosnaṁ go cumasaċ dliġṫe na Naoṁ go buan,
'S i gcogaḋ go minic le buirb ag déanaṁ buaḋairt,
Ag coscairt 's ag ciorrḃaḋ fuirinne an Ḃéarla ṁuair.

Seán Ó Murċaḋa

ċum an sgríḃneóra céadna:—

Is duine do folcaḋ i dtobar na naoi mbéiṫe
'S do froṁaḋ i scoiliḃ go focal-ċeart séiṁ-léiġeannta,
D'ḟoscain go solas-ġlan noda gaċ tréan-dréaċta
Le n-ar ċuireaḋ an obair seo socair i mbinn-Ġaeḋilg.

Molaim-se d' obair ġlan ḟo-ṁolta ċaoin-tréiṫeaċ
D' ḟoscail go solusṁar sonas na bpríṁ-ġéag sain—
Do ċosnaiṁ go colgaċ cosantaċ buiḋean-léidṁeaċ
Ar oréra, ar ḋonas, ar ṫubaist na bfíor-Ġaeḋeal so.

---

## XXXVII.—An Duine Sanntaċ.

Adeir duine éigin, ag tarcaisniuġaḋ an tsaoġail ḃréagaiġ, ṁalartaiġ, ċlaon-cleasaiġ, ċailleaṁnaiġ seo, mar leanas:—

Measaim gur baoṫnuisc d'éinne greann nó páirt
Do ṫaḃairt d'á néar ná ġréiṫiḃ banntraċt árd.
Gradam an tsaoġail go léir, ní'l ann aċt scáil;
Tagann 'n-a laomaiḃ 's daorann dream ċum fáin.

A ċráḋ ḋo'n tsaoġal ḃréagaċ, ṁalairteaċ,
Cealgaċ, ṫaodaċ, ċraosaċ, anacraċ;
Is eagal do'n té noċ ḃéarfas aire ḋo
Cealg ó 'n bpéist mar Éaḃa i bparraṫas.

A ċráḋ do'n tsaoġal ḃréagaċ is gangaideaċ cáil
Is cráḋ do'n té ġéillfeaḋ d'á raċmas go bráċ,
Scáil ḃeag ḃaoṫ éadtrom ná maireann aċt spás
Mar ḃláṫ na gcraoḃ léigtear le feartainn ar lár.

CEANGAL.

Uċ! a ḋaoine boċta an tsaoġail
Ḃíonn ag cruinniuġaḋ an óir 's an éadaiġ,
Is eagal díḃ i n-am an éaga
Gur trom an t-ualaċ é 'gaiḃ.

Is measa ḋíḃ mar táid na scéalta,
Liḃ ní ċuirfear bun 'sa' ċré ḋe;
Beiḋ sé d'á roinnt ṫar ḃur ndéiḋ-se
Is siḃ, foraoir, fé'n íoc is daor liḃ.

[Is cosaṁail an duine sanntaċ le muic, de ḃríġ ná faċtar níḋ ar biṫ de ṫairḃe na muice go mbíonn sí marḃ: annsoin, do ġeiḃid na daoine a cuid feóla le hiṫe, na saidléirí a croiceann is na gréasaiḋṫe a guairiḋe. Mar sin do'n duine ṡanntaċ, ní faċtar éan-rud d'á ṫairḃe go mbíonn sé d'éis ḃáis, 7 annsoin do ġeiḃ an talaṁ a ċonablaċ, a oiġriḋe a ċuid de'n tsaoġal, 7 do ġeiḃid na diaḃail a anam.—P. M. G.]

## XXXVIII.—DOṀNALL Ó MURCAḊA CCT.

D'á ċóṁairliuġaḋ do Ġaeḋealaiḃ gan dul i n-éadóċas ar Ḋia 7, cé gur cruaiḋ é a gcás, go ḃfóirfeaḋ orṫa uair éigin:—

Má's dóċas ḃur ndóċas i mbliaḋna ṁeaṫ,
Ní dóċas ár ndóċas aċt pian i ḃfad;
Bíoḋ dóċas ḃur ndóċais i nDia go beaċt
'S ná cuir teóra le mór-ċumas Ṫriaiṫ na ḃfeart.

'S é d'ḟógair slóiġte na ndiaḃal amaċ;
Sódom 7 Gómor is iad do leag;
Ní mó leis-sin feóirlinn, cia dian an ḃraiṫ,
Ná Bródraic* do ḟeólaḋ 'n-a ndiaiḋ, is Crofts.*

Is é d'ḟóir ar na hóiġ-ḟir ḃí i bpiantaiḃ seal
'S nár ḋóġaḋ i meaḋón teineaḋ a gcliaḃ 'ná a gcreat;
Is é d'ḟóir ar Ṁóses is ar Ṫriaṫ na bflaṫ,
'S ṫug Jób leis ó ċóṁaċtaiḃ an diaḃail ṫar n-ais.

Adeir Piaras:—

Ba ġnáṫaċ le Bródraic réaṁ-ráiḋte beiṫ ag briseaḋ 7 ag leagaḋ sean-ċeall 7 teampall, agus ag déanaṁ fallaí ioṫlann, stáblaí 7 luiḃ-ġort d'á gcloċaiḃ coisrigṫe. Ar an aḋḃar sain, duḃraḋ leis gan stad d'éis a ḃáis 7 do ceanglaḋ do leac a ṫuamba na focail seo mar leanas:—

Treascair, a líog, is claoiḋ an dliġeadóir cam,
An feannarṫaċ feill is coiḋċe an millteóir ceall.
M' aṫtuirse ċroiḋe gan fuiḋeall d'á maireann beó 'ed ṡaṁail
I nAiceron ṫíos i dteinntiḃ scriosta teó ag deaṁain.

Coingiḃ, a ċloċ, go doċt go gcuirfiḋ an diaḃal láṁ
'San ḃfireannaċ borb ċrosta ṁilleaḋ cliar ċáiḋ;
Ní ṫuigim i gCorcaiġ i gcroiċ go dtuitfeaḋ trian ċáiċ,
Dá ḃfeiceaḋ do ċorp tá i ḃfosus dá ḟiċid bliaḋain bás.

* Broderick 7 Crofts—óir do ḃí cóṁaċtaċ éigneaċ ċum Gaeḋil 7 eaglais Ċríost do ċeann-ṁúċaḋ.

## XXXIX.—AN SNAOISÍN.

Teangṁuiġ an file, lá, ar ḋuine d'á ċáirdeasaiḋiḃ, d'ḟuráil bosca snaoisín do, ċum lán meiteóige ṫógaint, 7 ṡéid-an ġaoṫ an snaoisín 'n-a ṡúiliḃ, ionnus go raḃadar tinn. Ċuaiḋ an file isteaċ i dtiġ feirmeóra mar a raiḃ seisear ban ag sníoṁ aḃrais 7 ar ḃfiafruiġe do ḋuine aca de Ṗiaras cad do ḃain d'á ṡúiliḃ, aduḃairt sé :—

"Ġlacas pinsín beag snaoisín im' láiṁ i ndiu
Le himpiḋe ċuir im' ċainncín, óm' ċáirdeas suilt;
Táinig síde gaoiṫe le díriġeaċt ó'n áird anoir
Ċuir na cuírileaċa ag tíntiḋe isteaċ i lár mo ruisc.

"Slán o'n mbliaḋain gan ciaċ gan díṫ ar an mbean
'S an sár-ḟear fial gan liaċ do ṡín leo' ċneas,
Ó ṫárla Dia 'sa ḃliaḋain dam suiḋe 'nḃur measc
A ḃáb na gcliar, ná ciap, aċt sníoṁaiḋ ḃur dteasc."

---

## XL.—PEACAIḊE NA SINSEAR.

Peacaiḋe na Sinsear, uaḃar 7 díomas, feall is cinnteaċt, craois is ól,
Creaċaḋ na mboċtán, cealla do robáil, fórsa is fiar-ḟáġail, poimp is póit,
Beiṫ easuṁal d' órdaiḃ, síor-ḃriseaḋ pósta, iompóḋ an ċóta i n-aġaiḋ dliġe Ṗóil,
Do ḋíbir ár ḃflaṫa, do ḃain díoḃ a mbeaṫa, is d'ḟág sinn fé leaṫtrom, fé scíos is brón.

[Bíoḋ sain agaiḃ, a ḃreac-Ṡasanaiġ.—P. M. G.]

## XLI.—An Taoḋaire Óg.

Aṁrán eile ar ḟonn "Princess Royal" do cumaḋ d'éis S——s do ruagaḋ as Albain.

Is déarac an ḃeárt do ċéile ġil Airt
Ḃeiṫ i ndaor-ḃruid i nġéiḃeann is ag éiġeaṁ gaċ ló;
Is géar-ġuirt an screaḋ ag réabaḋ a bas;
Is méala í i n-éagcruṫ 's i néalaiḃ bróin;
A laoċra go lag, a cléiriġ gan ċeart
A héigeas gan dreaċt ag maoṫuġaḋ a ndeór,
'S na faol-ċoin gur scaip a tréadṫa ar fad,
Ó b' éigean dó tréigean, an Taoḋaire Óg.

Ní'l éigne ar eas, 'ná gaorṫa go glas
Aċt éanlaiṫ go héadṁar ag séanaḋ a gceól;
Ar éan-dair ní'l meas aċt a ngéaga go cas
'S na sléiḃte i n-éinfeaċt fé ḃréidiḃ ceó;
Le géire na raċt do claonaḋ a raṫ
Do céasaḋ ár laoċra—ní'l éinne aca beó;
'S an spréiḋ beag so ṁair, anois séidfear í as,
Ó b'éigean dó tréigean, an Taoḋaire Óg.

Léan ar an ḃfear nár léig ċuġainn ṫar lear
Scaoḋ sin de'n nGaeḋeal-ḟuil do ḋéanfaḋ an gleó,
Sul ar traoċaḋ 'san gcaṫ sin éaċtaċ' na mbrat,
Tréada de ṗréiṁ Scoit is taomaḋ 'mbeiṫ 'dreóġ'.
A Ḋé ġil, ó's fear, do ḟaoras gaċ ceas,
Ċuir craos-ṁuir i mbréid silleaḋ ag déanaṁ an róid,

Ár n-aon gcoinneall las, ár dtréan-ḃile cas
Le faoḃar i n-a réim ċeart, an tAoḋaire Óg.

[Ná raḃad-sa im' Ríġ ar Éirinn go mbeiḋ sain mar sin, 7 go dtugaiḋ Dia ciall do'n leaṫ-éarla duḃairt an duanóg so, ó's é liam Inglis é.—P. M. G.]

---

## XLII.—AR ḂÁS ḊOĊTÚIR DE BARRA.

D'iompuiġ ċum teampuill i ḃfad roiṁ a ḃás 7 do fuair bás ar an stáid sin, aduḃraḋ an duanóg so ṫíos:—

Dá maireaḋ ar ṁairḃ an marḃ so fúṫ a líog,
Ba ṁairg do'n marḃ do ṁairfeaḋ le rún i gcroiḋe.
A ṁairḃ, do ṁairḃ ná mairḃ 's nár ionntuiġ 'rís—
Is marḃ an marḃ ṫu i nÁiceron súiġte ṫíos.

An marḃ so féaċ, mo léan, nár smaċtuiġ a ṫoil,
Marḃ do ṫréig Mac Dé, is mar Ṗeadar níor ġoil;
A ṁarḃ ní héaċt san méid do ṁairḃ níor ḃoċt,
'S gur marḃ é féin mar aon idir anam is corp.

['S nár ḟóiriḋ Dia ná Muire air, mar ba ṁór an náṁaid é do'n eaglais naoṁṫa d'ḟág sé.—P. M. G.]

---

## XLIII.—INĠEAN UÍ ĠEARAILT.

Fonn:—"Tonn re Calaḋ."

AOḊGÁN O RAṪAILLE CCT.

A ṗéarla gan scamall do léir-ċuir me i gcaṫaiḃ,
Éist liom gan fearg go n-innseaḋ mo sceól;
'S gur faoḃraċ do ċaiṫis gaeṫe 'gus dearta
Trém' ċréaċta 'n-a gceaṫaiḃ, do ṁill me gan treóir;

Gan ḃréagnaḋ do raċainn do'n Éigipt ṫar calaḋ
'S go hÉirinn ní ċasfainn ċoiḋċe dem' ḋeóin;
Ar tréan-ṁuir, ar talaṁ, i ngéiḃeann, i n-aiteas,
Níor léan liom ḃeiṫ farat cois Inse gan stór.

Is craoḃaċ, 's is casta, is dréimreaċ, 's is dlaṫaċ
Is néaṁraċ, 's is leaḃair, a dlaoiṫe mar ór;
Is péarlaċ a dearca, mar réaltan na maidne;
Is caol ceart a mala mar scríḃ pinn i gcló;
Scéiṁ-ċruṫ a leacain aolda mar ṡneaċta
Go haeraċ ag caismirt tré lonnraḋ an róis
Tug Ṗoébus 'n-a reaṫaiḃ ṫar ḃéiṫiḃ id' aṁarc
'S a éadan ar lasaḋ le díograis dod' ċló.

Is gléigeal a mama mar ġéisiḃ cois calaiḋ,
A haol-ċoirpín sneaċta is faoileanda snóḋ;
Ni féidir a maiṫeas do léir-ċur i bpratainn,
Caoṁ-lile cneasta is mín-scoṫ na n-óġ;
Is craorac a balsam, a déid ġeal gan aiṫis
Do ṡaorfaḋ ó'n ngalar na mílte dem' ṡórt:
Saor-ġuṫ a teangan léiġeannta i startaiḃ
Ḃeir tréan-ṗuic ṫar ḃeannaiḃ le milseaċt a glóir.

Féinics d'ḟuil Ġearailt Ġréagaiġ an ċaile,
Séiṁ-ṡiúr Ċlanna Míleaḋ na slóġ,
Laoċraḋ gan taise traoċta le Gallaiḃ,
Gan tréine, gan talaṁ, gan ríoġ-ḃroġ, gan stór.
Gan bréagnaḋ gur scagaḋ Paoraiġ is Barraiġ
Is tréan-ċoin Ḃuin Raite tríot-sa fé ḋó:
Ní'l saor-ḟlaiṫ 'ná dragan de ṗréiṁ ċloinne Caisil
Gan gaol leis an ainnir ṁíonla gan smól.

Ni léir ḋam a samail i nÉirinn 'ná i Sacsain
I n-éifeaċt, i bpearsain, i n-inntleaċt, 's i gcló;

An ḃé ċlisde is fearra tréiṫe 'gus teastas
'Ná Hélen le'r cailleaḋ na mílte 'san ngleó:
Ní'l éin-ḟear 'n-a ḃeaṫaiḋ d'ḟéaċfaḋ ar maidin
'N-a héadan gan ṁairg ná scéiṫfeaḋ a ḃrón;
Mo ġéiḃeann! mo ḋeacair! ní ḟéadaim a seaċain
Trém' néalaiḃ, im' aislinġ, oiḋċe 'ná ló.

---

## XLVII.—DO ṀÍĊEÁL MAC RÉAḊMOINN MAC GEARAILT (AṪAIR ṖIARAIS) ÉAMONN DE ḂÁL CCT. 1736.

Is díoġḃáil ġéar ċréaċt-ṡnuiġṫe i mbailtiḃ muara
'S is fíor-ċráḋ an scéal éaċtaċ i gceannaiḃ tuaṫa
Míċeál féiṁ léiġeanta Mac Gearailt uasal
I gcill fé ḃéal ċraos-lice marḃ uainn-ne.

Uainn-ne atá i n-uaigneas féd' ṫaoḃ, a leac,
Mór-ḟlaiṫ doḃ' uaisle d'ár léim ṫar lear,
Tuaṫal mar Ġuaire doḃ' ḟéile dreaċ;
Dar Muaireaċ, is truaġ liom i gcré ṫú lag.

Is lag atáid mná fionna Gaeḋeal ag caoi,
'S ní'l meas 'ná bláṫ áluinn ar ġéagaiḃ coill;
Ní'l raṫ ar fánaḋ árd-easa i nÉirinn uill,
Ó leag an bás bán-ḃasa an Ġréagaiġ aoird.

Doḃ' árd a ġaol le récsaiḃ ṁaoiḋseaḋ seal;
Ní ṫáine préiṁ a réim go ḃíseal air;
Tá ḟios ag cléir 's ag éigse laoiṫe sean
Gur bráṫair laoċ ṫu ṫraoċaḋ naiṁde i dtreas.

I dtreas níor staon na tréin n-ar ċinn uaṫá
An dragan féin de'n nGréag-ḟuil ḟíor-uasail,
Flaiṫ gan ḃéim gan ċlaon gan ċíor ṫuaṫail;
Imeasc na naoṁ tá'n laoċ 'san tsíor-uaċtar.

Aguisín :—

Mo ċuṁa, mo scíos, mo ḋíṫ, mo léan, mo ċreaċ
An túrnaḋ síos so ar ṡíol na nGréagaċ seal;
Ba ċúrsa caoi do ṗríṁ-ṡlioċt Néill is Airt
An t-úr 's an críon n-a luiġe féd' ṫaoḃ, a leac.

A ġarḃ-leac ṁór, cuir glór go haraid amaċ,
'S aiṫris do'n gcóige an sceól, ó's agat is fear,
Gur fearra do stór 'ná 'n t-ór 's an t-airgead geal
Gearaltaiġ flós na Fódla, an t-aṫair 's an mac.

Ag sin an traoi is fearr i gCríċ Fáil féd' ṫaoḃ a leac,
Míċeál geal, cíonáḋ na nGréagaċ mear.
Mo ċroiḋe-ċráḋ, má ġním plás ná bréag im' stair
Gur id' ċinn ċáil do ṗoinnteáil an féile a nead.

---

## XLV.—Do Réaḋmonn Mac Ṁíċíl Ṁic Gearailt.

### (Dearbḃraṫáir Ṗiarais.)

Éamonn de Bál cct.

Ní Sorċa 'ná Donnċaḋ, cé 'r ṫréan an fear,
Is orċra dom' ġoiniḃ-se 'ná ṫraoċ me lag,
Aċt lonna-ḃile coscraċ nár staon i dtreas,
Do foirgeaḋ i ḃfolannaiḃ na nGréagaċ mear.

Dá mb' ollaṁ soiṫiṁ socair me nó éigeas ceart
'S go molfainn sib, níor ḋeocair dam, a Réaḋmoinn, feaċt,
Aċt gur follus do ġaċ tormaire uile i nÉirinn airt
Na folanna as ar toġaḋ ar gaċ taoḃ tu, a ḟlaiṫ

Ar dtosaċ duit fuil oirḋeirc méine is ceart
Is borb-ḟola lonnarḋa na bPaorac mear
Do soirgeaḋ go soirtile, ní bréag an stair,
I ḃfolannaiḃ forursa na récs ba sean.

Le Conall borb Golban ag gléas ċum caiṫ
Nó Cormac torann trupaċ saor mac Airt
Do ċosṁalas tu, a ċroḃaire, nár ṫréine Tailc
Le'r torċraḋ naoi n-oċtar ġlic de'n ḃFéinn i dtreas.

Toireaċas na croiḃin-ġile is féile dreaċ
Is doilḃ liom sé ġorm-lic i gcré go lag;
Dob' ollaṁ glic, dob' oirfideaċ, ba laoċ, ba flaiṫ
'S níor tograḋ béim ḟollus ort aċt pléascaḋ fear.

Seo an t-orċra do ġoirtiġ me is do ṫraoċ mo ċreat
'S ṫug Nodlaig dam gan soilḃeas, do ċaoċ mo ḋearc,
Fáṫ 'ndoirtim-se na srota guil go pléascaċ preas,
A obainneaċt do ḋoirċiġ an t-éag do ḋreaċ.

Is léan liom go faon lag i gcill tuamba
Réaḋmonn an Gréagaċ mear fíor-uasal,
Réaltan na féile ná bíoḋ gruamḋa
'S an Féinics ná léigfeaḋ mo ċlí ḃualaḋ.

Ó's riaġail gaċ iaga de ḋeascaiḃ bás cuirp
'S gurab iarsma tá riaṁ 's gurab aċt go bráṫ soin,
A Ḋia ġil, beir Riaḋmonn ar ḋeis do láiṁ' riot;
'S maiṫ ḟiaċa do'n dtriaṫ ġlic ba ṁaiṫ sa' tá'irne.

## XLVI.—Piaras Mac Gearailt, cct.

(*In mortem fratris et sororis sui*, A.D. 1722.)

Ní ṫig an ġrian san rian díreaċ,
Is d'imṫiġ an rae fá néalaiḃ daoirse;
Níor ċas aiṫint ar easaiḃ na híomanna,
'S ar ḟuaim na dtonn mo lom gur claoiḋeaḋ siḃ.

Do las an spéir go craosaċ timċeall,
'S do ḃrúċt an fairrge sealad mar ḋílinn,
Ní'l laċt ar ḃuaiḃ ná cnuas ar ċoilltiḃ
Ó leagaḋ san úir gan lúṫ an ḃríġdeaċ.

Do ċuala gárṫa báis go nimneaċ
Ag banntraċt Ċnuic Saṁna na síḋe-ḃroġ,
Do screaḋ Déirdre is do ġéim Clíodna,
Is ba ċlos a n-uaill cois cuain d'ḃur gcaoineaḋ.

Tá Áine go cásṁar is Aoiḃeall
Ag géar-ġol ó traoċaḋ an mileaḋ,
D'ḟógair Meaḋḃ go tinn le díograis,
Bás an Ġréagaiġ éaċtaiġ, ḟíoċṁair.

Is buaḋarṫa tá sluaiġte na bruiḋne
Ó Loċ Éirne ag éiġeaṁ go Fuíde,
Mis ní Dáire, Gráinne is Aoife,
Is Caṫraċ clisṫe le'r hoileaḋ na trí ċoin.

Tá cruaḋ-ġol ó Ṫuaḋṁain go Dinneaċ,
Is ó Ċluain Meala go calaiṫ Béil Inse,
Cois Leaṁna, cois Bannda is cois Bríġde,
Cois Aḃa Bige is cois Life na slím-ḃarc.

Ó cuireaḋ an éigse i gcré fé liogaiḃ,
Is gan aon de'n ainm i n-a ḃeaṫaiḋ do sgríoḃfaḋ
Duain ná dán 'n-a ndeáiḋ le díograis,
Is dam-sa is dleaċt go ceart a gcaoineaḋ.

Caoinfead Réaḋmonn gréagaċ, gríoḃaċ,
Gleacuiḋe na seacaiḋe síoda,
Seaḃac na ruag nár luaiḋ ḃeiṫ cinnte,
Marcaċ séiṁ na gcaol-eaċ gcíorṫa.

Leoġan urramaċ, cumasaċ, díonṁar,
Fleaḋaċ, fáilteaċ, fálaċ, fíonṁar,
Cróḋa, cosantaċ, oirḋearc, líonṁar,
Fairsing, fial, gan ċiaċ gan ċinnteaċt.

Coinne caṫa mar Aicil i mbruiġin tu,
Nó mar Ḟionn mac Cuṁaill Ó Ḃaoiscne,
Nó mar Hector i ndeirir na Traoi ṫoir,
Nó mar Áiacs nár stán sa' ċoiṁeascar.

Níor ċalma Lúġaiḋ do ċúlaiḋ tíorṫa,
Nó Goll mac Móirne, leoġan na gcríoċ so
Nó Diarmuid mear fial Ó Duiḃne,
'Ná Réaḋmonn ar ġéar-lannaiḃ líoṁṫa.

Dalta na muses, plúr na saoiṫe,
File agus flaiṫ is ceap le hintleaċt,
Do ḃí ag an dtobar i ḃfoċair na buiḋne,
Ag déanaṁ cúrsa i n-iúl na gaoise.

Phénics de'n ġréag-ḟuil dob' aoirde,
Bráṫair Ṁuiris le'r coilleaḋ an ċríċ seo,
Ṫug Inis Laoġaire, Néill, is Ċríoṁṫain,
Fé smaċt gall gan teann dá hispirt.

